# CAṪAIR CONROÍ

## agus Sgéalta Eile



Tadg Meiċ,

.i.

Séamus ua Dubġaill,

do sgríoḃ

i gcoṁair Oireaċtais 1902.




Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaedilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1907.

# Sgéalta Gearra.

A—I dtaoḃ na sgéalta so, baḋ ṁaiṫ liom a ċur i n-uṁail cá ḃfuaiṙeas iad nó cad is bun leo.

Sgéal fiannuiḋeaċta 'seaḋ an ċéad ċeann. Ċuala-sa é i gCiarraiḋe bliaḋanta ó ṡoin. Ní dóiġ liom go ḃfuil an sgéal i gcló, nó má tá, ní feaca-sa é. Is dóċa gurab é an fear céadna an Conrí (no Conroí) seo agus Cúroí Mac Dáire.

B—Do himreaḋ an cleas so ar ḋuine uasal ó Ḃórd na hOibre a ḃí a' teaċt le féaċaint ar obair a ḃí ḋ'á ḋéanaṁ ag m'aṫair. Cuireaḋ an fear amuġa agus ḃí iaċall air filleaḋ a ḃaile go Cill Áirne agus gan m'aṫair 'feiscint.

C—Is dóċa gur minic a tuit rud mar seo amaċ ar ḃuaċaillíḃ.

D—Mion-sgéalta 'seaḋ an ċuid eile. Ċuala "Cailín na mbráiṫre" ó ḋearḃráṫair máṫar dom i ḃfad ó ṡoin ṫíos i gCiarraiḋe.

E ⁊ F—Ó Ċonnaċtaiḃ a ṫáinig "Comarṫa na Gealaiġe" agus "Gad mara." Mo ḃean d'innis dom-sa iad. Ċuireas-sa cos agus tuilleaḋ leo annso agus annsúd. Ní dóiġ liom go raiḃ aon ċeann aca i gcló riaṁ roiṁe seo. Níor ḃuail siad liom-sa aċt go háiriġṫe.

Taḋg Meiṫ.



# (a) Caṫair Conroí.

"Innis sgéal dúinn, a Ṁam." Mam a ḃí mar ainm againn ar ár sean-ṁáṫair agus ḃí a lán sgéalta[1] deasa aici. Is iomḋa tráṫnóna agus oiḋċe a ċaiṫeamar 'sa geiṁreaḋ ag éisteaċt le n-a cuid sgéalta Fiannaiḋeaċta.

"Ciaca is fearr liḃ é, i mḃéarla nó i nGaeḋilg?" arsa Mam.

"Is fearr linn go mór é ḟágail uait i nGaeḋilg," arsa sinn-ne.

Ḃí fios againn go maiṫ ná raiḃ ag "Mam" aċt droċ-Ḃéarla—Béarla briste. Doḃ' fearr léi féin an sgéal a innsint dúinn i nGaeḋilg 'ná i mḃéarla, agus rud eile, ḃíoḋ cosg orainn-ne aon Ġaeḋilg a laḃairt, agus, mar ġeall air seo, ba ṁór é ár ndúil ḃeiṫ ag éisteaċt le "Mam" ag caint.

"An ḃfuil fios agaiḃ cá ḃfuil Páirc a' Ġalláin?" arsa "Mam."

"Tá fios againn go maiṫ: ca' n-a ṫaoḃ ná beaḋ?" arsa sinn-ne.

"Ar ċualaḃair[2] riaṁ ca'nnus[3] a ṫáinig an dá ċloiċ ṁóra úd i lár na páirce?"

---

[1] a lán sgéalta=mórán sgéalta.

[2] Ar ċualaḃair=ar ċualaiḋ siḃ.

[3] Ca'nnus (=cá ionnus)=cionnus (=cé ionnus).

"Ca' ḃfios dúinn-ne cad a ṫug ann iad?"

"B'ḟéidir," arsa Máire Ḃeag, "gur ḟásadar ann."

"Níor ḟásadar, a ċuid," arsa Mam. "Seo mar ṫángadar[4] ann:—

Ḃí Mac Ríoġ Éireann ann fad ó agus ċuaiḋ sé go dtí an Doṁan Toir ar lorg mná. Ní ḟeadar[5] a' raiḃ aiṫne aca ar a ċéile roimis sin[6] nó ná raiḃ; is dóċa go raiḃ aċt is cuma ciaca 'raiḃ nó ná raiḃ.

Ḃí an óigḃean 'na coṁnuiḋe istiġ i gcaisleán ṁór agus ḃí rotaí draoiḋeaċta[7] ag casaḋ agus ag casaḋ ló is oiḋċe mór-dtimċeall an ċaisleáin. An fad is ḃeaḋ na rotaí draoiḋeaċta so ag casaḋ, níor ḃ'ḟéidir le héinne dul isteaċ 'sa ċaisleán.

Máire Ḃeag: "Ba ġreannṁar[8] an áit í do ṁnaoi óig ḃeiṫ 'na coṁnuiḋe."

Mam: "Is fíor ḋuit sin, a ċuid, aċt fan go fóill."

Dob' í Máire Ḃeag an páisde dob' óige 'sa tiġ. Ḃí sí 'na peata againn go léir agus go mór-ṁór ag Mam. Ḃí cead ag Máire Ḃig aon ċeist a ċur uirṫi, rud ná raiḃ againn-ne. Ba ċuma cad í an ċeist í; ḃíoḋ freagra bog cneasta le fáġail ag Máire nuair a déarfaiḋe linn-ne:

"Is fiosraċ[9] atá siḃ, a ḋailtíní."[10]

---

4 Tángadar = ṫáinig siad.
5 Ní ḟeadar = ní'l 'fios agam.
6 Roimis sin = roiṁe sin.
7 Rotaí draoiḋeaċta = magic wheels.
8 Greannṁar = aisteaċ.
9 Fiosraċ (fios), inquisitive.
10 Dailtíní, urchins (dalta agus dailtín).

D'ḟág Mac Ríoġ Éireann slán aige n-a ṁuintir féin agus ġluais air go dtí an Doṁan Toir. Ḃí aisdear[11] fada air agus is dóċa go raiḃ sé féin agus a ċuid fear tuirseaċ go leór nuair a ḃuaileadar an caisleán.

Máire Ḃeag: "Agus, a ṁam, 'raiḃ éinne eile 'na ċoṁnuiḋe 's a ċaisleán aċt an óigḃean?"

Mam.—Ḃí, a ċuid; ḃí Rí an Doṁain Toir 'na ċoṁnuiḋe ann.—Ḃa leis an caisleán agus inġean do doḃ' eaḋ an óigḃean.

Nuair a ċonnaic Mac Ríoġ Éireann na roṫaí draoiḋeaċta ag casaḋ agus ag casad gan stad leo, duḃairt sé leis féin go raiḃ a ṫuras i n-aisdear[12] agus go raiḃ sé ċoṁ maiṫ aige filleaḋ a ḃaile go hÉirinn arís. Is brónaċ a ḃí sé, agus níor ḃ'aon ionġnaḋ é, mar ċonnaic sé an ḃean uasal ag féaċaint amaċ air ó ḟuinneóig an ċaisleáin. Ní ḟeaca sé riaṁ a leiṫéid de ṁnaoi le háilleaċt.[13] Ḃí fonn is faitċíos air i dteannta 'céile.[14] Ḃí náire air filleaḋ a ḃaile, aċt ḃí fios aige go maiṫ ná raiḃ aon ṁaiṫeas do ḃeiṫ a d'iarraiḋ dul isteaċ[15] 's a ċaisleán, mara mḃ'féidir stop a ċur leis na roṫaiḃ draoiḋeaċta a ḃí mór-dtimċeall air.

---

[11] Aisdear=turas.
[12] Turas i n-aisdear, an idle or fruitless journey.
[13] Áilleaċt=áilneaċt, beauty.
[14] i dteannta 'céile=i ḃfoċair a ċéile=insan áit ċéadna=together.
[15] A d'iarraiḋ dul isteaċ=ag braiṫ ar ḋul isteaċ=ag iarraiḋ dul isteaċ.




**Connaic sé an bean uasal ag féaċaint amaċ air ó ḟuinneóig an ċaisleáin.**

Ḃí an ḃean uasal ag féaċaint anall ar an Mac Ríoġ agus í go huaigneaċ deóraċ.

“Agus, a ṁam,” arsa Máire Ḃeag, “cad ċuige go raiḃ uaigneas uirṫi? Ná raiḃ sí i gcaisleán a haṫar féin?”

Is fíor ḋuit sin, a stóirín, aċt ḃí a haṫair a d'iarraiḋ í ṗósaḋ le ríġ eile ḃí 'na ċoṁnuiḋe i n-aice leis. Sean-duine liaṫ dob' eaḋ é seo aċt ḃí sé ana-ḟaiḋḃir.

“Fillfead-sa a ḃaile,” arsa Mac Ríoġ Éireann, “⁊ cuardóċa mé Éire síos suas go ḃfaġad draoi a ċuirfiḋ cosg leis na roṫaiḃ so.”

“Ní'l an fear sain le faġáil i n-Éirinn anois,” arsa Conroí, “ní'l aċt aon ḟear aṁáin lasmuiġ ná laistiġ[16] d'Éirinn go ḃfuil sé 'na ċumas na roṫaí sin a ċosg.”

“Agus cé hé sin?” ars' an Mac Ríoġ.

“Mise,” arsa Conroí.

“Cé hé tusa?” ars' an Mac Ríoġ.

“Is cuma anois cé hé mise. Tá sean-aiṫne agam ar ḟear an Ċaisleáin. Ḃíomair i dteannta 'ċéile ag foġluim draoiḋeaċta ó'n Draoi Ṁór san Doṁan Toir. Fuaras an buaḋ air i gcoṁnuiḋe agus ġeoḃaḋ anois, má 's maiṫ leat-sa mé ċur ċuige.”

“Cuir cosg ar na roṫaiḃ draoiḋeaċta,” arsa Mac Ríoġ Éireann, “agus ġeoḃair pé ní is maiṫ leat 'sa ċaisleán, aċt ba ṁaiṫ liom fios a ḃeiṫ agam cad as duit[17] agus cad is ainm duit.”

“Mise Conroí ó Íoċtar na hÉireann.”

---

[16] Lasmuiġ ná laistiġ = taoḃ amuiġ ná taoḃ istiġ.

[17] Cad as duit = céarb as tú = cá háit ar ṫáinig tú as.

"Cá ḃfuil an áit sin, a Ṁam?" arsa Máire Ḃeag.

"Ní'l sé i ḃfad uainn, a ċuid."

D'órduiġ Conroí dóiḃ go léir dul mar naoi gcoiscéim[18] ó'n gcaisleán agus ar an nóimiot do stad na rotaí draoiḋeaċta. Isteaċ leo go léir; agus is ar Ríġ an Doṁain Toir ḃí an t-iongnaḋ nuair a ċonnaic sé iad ag preabaḋ isteaċ[19] ċuige tré ġeata an ċaisleáin, aċt, nuair a ċonnaic sé Conroí 'na measg, ḃí 'ḟios aiġe go maiṫ ná raiḃ aon ṁaiṫeas do ḃeiṫ a d'iarraiḋ na láiṁe uaċtair 'ḟáġail orta.[20]

"Tá an lá agaiḃ," ar seisean, "aċt cad a ṫug annso siḃ ó Éirinn?"

"Ṫánga-sa,"[21] arsa Mac Ríoġ Éireann, "a d'iarraiḋ t'inġine mar ṁnaoi, agus do ġeallas do Ċonroí pé ní ba ṁaiṫ leis 'sa ċaisleán aċt stad a ċur leo' rotaiḃ draoiḋeaċta."

"Sin a ḃfuil uainn."

Ċuir an Rí fios ar a inġin, agus ní raiḃ sí i ḃfad ag teaċt anuas ó n-a seómra.

"Bíoḋ m'inġean agat, má ḃíonn sí agat, a Ṁic Ríoġ Éireann," ars' an Rí.

"Agus anois, a Ċonroí, cad tá uait-se mar ṫuarastal?"[22] ars' an Mac Ríoġ.

"Do ġeallais dom mo roġa rud 'sa ċaisleán. Nár ġeallais?"

---

[18] Coiscéim = coisméid, a step.

[19] Ag preabaḋ isteaċ = ag teaċt (dul) isteaċ go tapaiḋ.

[20] A d'iarraiḋ na láiṁe uaċtair ḟáġail orta = ag iarraiḋ buaiḋe orta.

[21] Ṫánga-sa = ṫáiniġ mé.

[22] Tuarastal = páḋ = luaċ saoṫair.

"Do ġeallas gan aṁras[23] agus bíoḋ do roġa agat anois," ars' an Mac Ríoġ.

"'Sí an óiġbean mo roġa-sa," arsa Conroí, "mar 'sí an seoid[24] is fearr 'sa ċaisleán í, agus anois, tá sé ċoṁ maiṫ againn filleaḋ a ḃaile go hÉirinn."

Ḃí an mac ríoġ brónaċ go leor aċt ní raiḃ leiġeas air anois. Ḃí an margaḋ déanta, aċt má ḃí Mac Ríoġ Éireann brónaċ, ba ḃrónaiġe 'ná sain go mór an ḃean uasal. Níor ṁaiṫ le h-aon ċailín óg a ḃeiṫ pósta le draoi,[25] aċt nuair a ḃí sé 'na ṡean-draoi ar nós Ċonroí, ba ṡeaċt measa an sgéal aici.

Nuair a ḃíodar ag teaċt a ḃaile, is dóċa go ḃfuair an Mac Ríoġ uain ar ḃeagán a ráḋ le h-inġin an ríoġ. Ċuir sise i n-uṁail do ná pósfaḋ sí Conroí go deó—go mb'ḟearr léi go mór a ḃeiṫ fé'n gcré.[26]

Nuair a ṫángadar go hÉirinn, d'imṫiġ Conroí a ḃaile agus an ḃean uasal le n-a ċois, aċt, sar ar sgaradar[27] le n-a ċéile, ċuir sí Mac Ríoġ Éireann fé ġeasaiḃ[28] a ḋíċeall a ḋéanaṁ le í ḟuasgailt[29] ó Ċonroí.

Anois, 'sé an áit a raiḃ Conroí 'na ċoṁnuiḋe ná i n-aice le Cnoc Ḃreanndáin tall annsúd. Ḃí caisleán mór aige ann, aċt ní raiḃ sé aċt 'na ḃoṫáinín i gcomórtas leis an gcaisleán a ḃí ag Ríġ an Doṁain Ṫoir. Nuair d'iarr Conroí ar an mnaoi uasail é ṗósaḋ 'sé duḃairt sí leis nár ṁaiṫ léi aon fear a ṗósaḋ aċt

---

[23] Gan aṁras = gan doḃta.
[24] Seoid, a jewel.
[25] Draoi, a druid.
[26] A ḃeiṫ fé'n gcré = a ḃeiṫ marḃ.
[27] Sgaradar = sgar siad, they separated.
[28] Fé ġeasaiḃ, under a vow or vows.
[29] Le í ḟuasgailt, to free her.

an fear go raiḃ caisleán aige ċoṁ mór le caisleán a haṫar.

"Ní fada go mbeiḋ a leiṫéid sin de ċaisleán[30] agam-sa ḋuit," arsa Conroí. "Cuirfead-sa mo ċuid fear amaċ ar fuaid na h-Éireann agus taḃarfaiḋ siad leo na cairrgeaċa[31] is mó le fagáil agus i gcionn lae is bliaḋna beiḋ mo ċaisleán déanta."

Ceoltóir binn doḃ' eaḋ Mac Ríoġ Éireann, agus, tar éis teaċt a ḃaile ḋó ó'n Doṁan Toir, do ġléas sé é féin suas mar a ḃeaḋ bárd. D'árduiġ sé leis a ċláirseaċ agus d'imṫiġ air ag siuḃal na hÉireann. Níor ḃ'fada ḋó ag siuḃal go dtáinig sé ċoṁ fada le Ciarraiḋe agus ní raiḃ sé i ḃfad i gCiarraiḋe go ḃfuair sé cunntas cruinn[32] ar Ċaisleán Conroí. Ḃuail sé suas fé ḋéin an ċaisleáin.[33] Ċrom sé ar ṗeinm,[34] agus ba ró-ḃinn é a ċeol. Nuair a ċualaiḋ an ḃean uasal é, ḃí 'fios aici go maiṫ cé ḃí ann, agus ṫug sí órduġaḋ d'á seirḃíseaċ a ráḋ leis an gceoltóir dul suas ċuiċi, mar ba ṁór é a meas ar a ċuid ceóil.

MÁIRE ḂEAG: "Is dóċa ná raiḃ sé i ḃfad a' dul suas, a Ṁam."

"Ó, geallaim-se ḋuit ná raiḃ."

Ċuir sise i n-uṁail do go raiḃ na fir go léir amuiġ ar lorg na gcloċ, agus go mbeidís mar sin ar feaḋ tamaill eile.

---

[30] A leiṫéid sin de ċaisleán = caisleán mar é sin.

[31] Cairrgeaċa = cloċa móra.

[32] Cunntas cruinn = eolas ceart.

[33] Fé ḋéin an ċaisleáin = go dtí an gcaisleáin, ag an gcaisleán.

[34] Ċrom sé ar ṗeinm = ṫosnuiġ sé, ⁊c., ṫoisiġ sé, ⁊c.

Ḃí coill ṁór idir an ċaisleán agus an ḟairrge, ar ṡon ná fuil crann ag fás ann anois, agus ḃí sruṫáinín



Ba ṁór é a meas ar a ċuid ceóil.

uisge ag riṫ ó'n gcaisleán síos tríḋ an gcoill go dtí an ḟairrge.

“Anois,” ars’ an bean uasal le Mac Ríoġ Éireann,

“ fill ort a ḃaile, agus ná bí i ḃfad ar an mbóṫar, agus mí ó ’ndiu bí-se agus do ċuid fear ’sa ċoill ag bun an tsruṫáin, agus, nuair a ċeófaiḋ sib[35] bainne ag riṫ síos go dtí an sáile, ná bígiḋ i ḃfad ag teaċt ċugam-sa; má ḃím beo, bead róṁaiḃ ag geata an ċaisleáin.”

Do ġluais an mac ríoġ air a ḃaile, agus i gcionn mí ḃí sé féin agus a ċuid fear i ḃfolaċ ’sa ċoill i n-aice an ċaisleáin ag feiṫeaṁ[36] go ḃfeicfidís an bainne ag teaċt anuas ar uisge an tsruṫáin.

Ḃíoḋ fir an ċaisleáin go léir amuiġ ar fuaid na tíre ó ṁaidin go hoiḋċe ar lorg na gcloċ, agus ba ṁinic do ḃíoḋ Conroí féin ag fiaḋaċ ar Ċnoc Ḃreann-dáin.

Ḃí aḋarc ḋraoiḋeaċta ar taoḃ an ċaisleáin agus nuair a ṡéidfiḋe an aḋarc so cloisfiḋe í, ní aṁáin ar fuaid Ċiarraiḋe aċt mór-dtimċeall Ċúige Ṁuṁan. Anois, ṫug Conroí ordugaḋ d’á ċuid fear, nuair a ṡéidfiḋe an aḋarc, ná raiḃ aca le déanaṁ aċt pé ualaċ[37] a beaḋ aca a ċaiṫeaṁ uaṫa agus filleaḋ a ḃaile ċoṁ tapaiḋ is dob’ féidir leo.

“ Agus, a Ṁam,” arsa Máire Ḃeag, “ raiḃ na fir láidir?”

“ Is iad a ḃí láidir. Faṫaiġ a ḃí ionnta. Ḃíoḋ carraig ṁór ag gaċ duine aca ar a ġualainn ⁊ ceann eile fé n’ osgaill aige, agus níor ṁó leo mar ualaċ

[35] Ċeófaiḋ sib = ċífiḋ sib.
[36] Ag feiṫeaṁ = ag fuireaċ = ag fanaṁaint.
[37] Pé ualaċ = gibé ualaċ.

an dá ċarraig úd 'ná mara mbeaḋ ionnta aċt dá ḟód móna.

Mar aduḃairt liḃ ceana, ḃí Mac Ríoġ Éireann agus



Is iad a ḃí láidir.

a ċuid fear ag faire 'sa ċoill; agus aon lá aṁáin, nuair a ḃí Conroí ag fiaḋaċ agus gan fear fé ḋéin an ċaisleáin, ṫáinig an bainne anuas ar uisge an tsruṫáin. Ní túisge ċonncadar an bainne ar an uisge 'ná suas

leo, fuaradar an ḃean uasal ag geata an ċaisleáin, d'árduiġeadar leo í, agus as go bráṫaċ leo.

Nuair a ṫáinig Conroí a ḃaile agus fuair sé an óig-ḃean imṫiġṫe, féid sé an adarc draoiḋeaċta agus ċualaiḋ na fir é. Ċaiṫ gaċ fear aca an dá ċarraig a ḃí ar iomċar aige ar an dtalaṁ díreaċ mar ḃí sé 'na ṡeasaṁ agus ġread leis a ḃaile. Seo mar ṫáinig an dá ċloiċ ṁóra i bPáirc an Ġalláin.

“Agus, a Ṁam,” arsa Máire Ḃeag, “ar lean Conroí Mac Ríoġ Éireann agus an ḃean uasal?”

Níor lean, a ġráḋ ġil. Nuair a ṫáinig na fir a ḃaile, fuaradar Conroí marḃ. Ní'l 'fios ag éinne ca'nnus a fuair sé bás. Ní raiḃ an caisleán aċt leaṫ-ċríoċnuiġṫe. D'ḟan sé mar sin ó ṡoin. Sin é ṫall anois é, mar a ḃeaḋ cruaċ ṁóna ar ḃarr an ċnuic. Tugaḋ Caṫair Ċonroí mar ainm air agus tá an ainm ċéadna air ó'n lá úd go dtí an lá 'ndiu.

Do pósaḋ Mac Ríoġ Éireann agus an ḃean uasal agus is iomḋa lá a ċaiṫeadar sé ṁaise i nÉirinn.

Anois, a Ṗáidí, is mitid daoiḃ a ḃeiṫ a' dul a ċodlaḋ.





## (b) Ag dul amuġa.

Ḃí Míċeál Séamuis an Dúna 'na ċoṁnuiḋe i nDoire an Loċáin i bparóiste an Ċnocáin. Feirmeoir doḃ' eaḋ é agus fear críoċnaṁail garta.[1] Ċeap na coṁarsain go raiḃ Míċeál Séamuis saiḋḃir. D'féidir go raiḃ beagán airgid 'sa ḃanc aige, aċt má ḃí féin, ḃí a ḋóṫain le déanaṁ aige. Ḃí a ċlann ag éirġe suas ċuige, agus ba ṁaiṫ an ċaḃair iad a ċuid cloinne istiġ agus amuiġ, i ngort agus i ngarraiḋe.

Nuair a ḃí aimsir an ġorta ann, mar ġeall ar an meaṫ a ṫáinig ar na prátaí tá suas le bliaḋain is fiċe ó ṡoin anois, ḃí airgead le fáġail ar iasaċt ó'n riaġaltaċas,[2] agus gan aċt beagán le díol as.

Aon oiḋċe aṁáin nuair a ḃí an ṁuintir óg 'na gcodlaḋ agus Míċeál agus a ḃean 'na suiḋe ar a dteinnteán agus súta giuṁaise sáitte 'sa teine, arsa Míċeál: "Cad is dóiġ leat, a Ṁáire, cad a ḃí im' aigne anois?"

"Ḃá deacair dom a ráḋ. Is iomḋa rud a ḃíonn tú a ċur tré n-a ċéile ó ṁaidin go hoiḋċe; aċt, b'féidir go raiḃ an cíos a' cur buaiḋearṫa ort. Caiṫfear é díol mí ó 'ndiu agus ní feadar cá ḃfaiġfear é."

---

[1] Fear críoċnaṁail garta, a diligent, tidy man.
[2] Riaġaltaċas, government (riaġail).

"Tá an ḟírinne agat, agus ní ḃeiḋ na muca reaṁar a ndóṫain le hiad a ḋíol go dtí aonaċ an Oileáin."[3]

"Is baoġlaċ go mbeiḋ iaċall orainn Báiní a ḋíol ar aonaċ Ċill-Áirne."

"Baḋ ṁór an truaġ í ḋíol. Beiḋ sí a' teaċt isteaċ i gcionn mí, agus ba ḋual ḋi bainne a ḃeiṫ aici go flúirseaċ."[4]

"Go deiṁin, ḃeaḋ uaigneas orm-sa 'na ḋiaiḋ, dá ndíolfaiḋe í. B'féidir, a Ṁíċíl, go ḃfaiġfeá cáirde ó'n máiġistir ar a' gcíos ċun go mbeaḋ na muca díolta."

"Dá mb'é an máiġistir féin a ḃeaḋ ann, ní ḃeaḋ aon ceist orm cáirde iarraiḋ air, aċt níor ṁaiṫ liom é ṫabairt le ráḋ do 'Ḋiarmaid na Pluide' go mbeiḋinn ag iarraiḋ déirce air."

"Ní'l aon léiġeas ar an sgéal mar sin aċt an bó beag a ḋíol; aċt cogar, a Ṁíċíl, nár ḃfearra ḋuit cuid d'ár gcuid airgid a ṫógaint amaċ as a' mbannc?"

"Ní'l aċt an céad púnt slán againn ann agus ní maiṫ liom é ḃriseaḋ. B'fearr liom, dá gcuirfiḋe ċuige mé, an cíos a ṫógaint ar iasaċt[5] ó'n mbannc. Aċt féaċ, a Ṁáire! Bíos a' léiġeaḋ 'sa páipéar inniu go ḃfuil airgead le fáġail ana-ḟaor[6] i mBaile Áṫa Cliaṫ."

"Airgead ana-ḟaor i mBaile Áṫa Cliaṫ! agus cad

---

[3] Oileán, Castleisland.
[4] flúirseaċ, plentiful.
[5] Ar iasaċt, borrowed.
[6] Ana-ḟaor, an-saor, an-tsaor, very cheap.

# Caṫair Conroí

Agus Sgéalta Eile.



Tadg Meit,

.i.

Séamus Ua Duḃġaill,

do ſgríoḃ

i gcoṁair Oireaċtais 1902.

An Seiseaḋ Cur.



Ar n-a ċur amaċ

do

Ċonnraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áṫa Cliaṫ

1907

é an ṁaiṫ é sin duit-se ná dóṁ-sa? Is beag de ḃeiḋ le fágail againn-ne."

"Ní feadar, a Ṁáire, aċt san go fóill go ḃfaiġead an páipéar. A' ḃfuil 'fios agat cá ḃfuil sé?"

"Seo ḋuit é, a Ṁiċíl."

"Las scolḃ ḋom."

(Ag léiġeaḋ): "Tá airgead le fagáil ar iasaċt anois ag feirmeoiriḃ le caiteaṁ le n-a gcuid talṁan, agus ní ḃeiḋ le díol aca ar iasaċt an airgid aċt cúig ṗúint sa mbliaḋain fé'n gcéad, agus i gcionn daċad[7] bliaḋan ní ḃeiḋ a tuille le díol aca."

"Maran bréag é is mór a' sgéal é, mar adeir an sean-focal, aċt is dóċa gur bréag é."

"Ní dóiġ liom gur bréag é. Ḃíos a' caint leis a sagart ar an mbóṫar ó ċianaiḃ agus duḃairt seisean go raiḃ sé fíor."

"Má is mar sin atá an sgéal, ní misde ḋuit gan faillíġe[8] a ḋéanaṁ 'sa ċúis. A' mbeiḋ iaċall ort dul suas go Ḃaile Áṫa Cliaṫ?"

"Ní dóiġ liom go mbeiḋ, aċt sgríoḃfad suas go Ḃaile Áṫa Cliaṫ i mbáireaċ agus ġeoḃad cúntas cruinn ar an ngnó."

"Déin i n-ainm Dé is Ṁuire."

"Má tá an t-airgead le fagáil ċoṁ saor agus deir an páipéar so, baḋ ṁór an ċomaoin[9] orainn é. Tá mórán le déanaṁ agam. Baḋ ṁaiṫ liom sgioból a ċur suas agus ceann nuaḋ a ċur ar tiġ na mbó. Is

---

[7] Daċad = dá fiċid.

[8] faillíġe .i. moille, delay, neglect, omission.

[9] Comaoin .i. maiṫeas, benefit, favour.

fada tá sé im' ċeann an currach a ḃriseaḋ,[10] aċt tá sé ró-fliuċ. Anois b'ḟéidir go mbeiḋinn ábalta ar é ṫiormuġaḋ agus a ḃriseaḋ."



Ba ṫrom an obair í.

"Fan go fóill, a Ṁícil. Seaċain nác é bior i gcoṁair na feola fiaiḋ agat é agus gan a' fiaḋ marḃ fós."

[10] An currach a ḃriseaḋ, to till (first) the bog or marsh.

"Is miṫid dúinn beiṫ ag dul a ċodlaḋ i n-ainm Dé."

"Is giorra 'ḋuine cabair Dé ná an doras."

Ar maidin lá ar n-a báireaċ, ċuir Miċeál agus a ṁac, Doṁnall, ċun leitir a sgríobaḋ go Baile Áṫa Cliaṫ. Ba ṫrom an obair í. B'ḟusa go mór do Ḋoṁnall claiṡ a róṁar[11] nó leaṫ-acra a ṫreabaḋ 'ná leitir a sgríobaḋ. Nuair a ḃí an leitir sgríoḃṫa, arsa Doṁnall: "An dóiġ leat a' nḋéanfaiḋ sí an gnó?"

"A Ḋuine Uasail: Cloisim go ḃfuil airgead le fáġail ar iasaċt ag feirmeoiriḃ, agus gan aċt beagán le díol as. Is feirmeoir mise. Tá léas agam. Baḋ ṁaiṫ liom go ḃfaġainn iasaċt dá ċéad púnt le caiṫeaṁ lem' ċuid talṁan. Innis dom, má 'sé do ṫoil é, cad is ceart dom a ḋéanaṁ ċun go ḃfaġainn an t-airgead, má is rud é go ḃfuil sé le fáġail. Aċt b'ḟéidir go ḃfuil na páipéir bréagaċ, mar is gnáṫaċ leo a ḃeiṫ, aċt má táid, ní'l aon ḋíoġḃáil déanta.

Mise,
Miċeál Ṡéamuis an Dúna."

"Déanfaiḋ sé sin an gnó go ceart, a Ḋoṁnaill. Ní ḋéanfaḋ an sagart féin níos fearr é. Abair leis na páisdiḃ nuair a ḃeiḋ siad a' dul ar sgoil gan dearmad a ḋéanaṁ[12] ar an leitir a ċur san oifig."

[11] Claiṡ a roṁar, to dig a furrow.
[12] Gan dearmad a ḋéanaṁ, not to forget.

D'imṫiġ an leitir agus i gcionn cúpla lá fuair Míċeál sgéala[13] ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ, agus b'é deire an sgéil é go ḃfuair Míċeál Séamuis an Dúna £200 ar iasaċt.

Nuair a ṫáinig an leitir ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ, 'sé duḃairt bean Ṁíċíl: "Is giorra 'ḋuine caḃair Dé 'ná an doras. Ní ḣorainn-ne amáin a ċuirfiḋ an t-airgead comaoine aċt ar na boċtánaiḃ atá mór-dtimċeall orainn."

"Is fíor ḋuit sin, a Ṁáire. Tá an saoġal dian go leór orainn-ne aċt tá sé níos déine ar ár gcoṁarsanaiḃ agus gan a ndóṫain le n-iṫe 'ná le n-ól ag cuid aca."

"Ċonnac clann Ṫaiḋg léiṫ a' dul ar sgoil indé agus, go deiṁin féin duit, ba ṁór an truaġ beiṫ a' féaċaint orṫa. Ní raiḃ orṫa aċt na gioḃail agus daṫ na luaiṫe orṫa sain."

"Ḃí Cáit Léan annso tráṫnóna indé a d'iarraiḋ gráinne mine, agus 'sé duḃairt sí ná raiḃ greim le n-iṫe aca ó ṁaidin indé, agus go raiḃ a fear a' dul ó ṫuaiḋ go Tráiġlí 'féaċaint a' ḃfaġaḋ sé aon-niḋ le déanaṁ, aċt go raiḃ náire air an tig 'fágaint mar ġeall air ná raiḃ luid[14] de'n ċasóig air."

"Seaḋ, a Ṁáire, le cungnaṁ Dé, beiḋ obair 'sa ḃaile aige anois ar feaḋ tamaill, agus is maiṫ a' sás ċuige[15] é Pádraig. Ní'l fear oibre eile 'sa ṗaróiste níos fearr 'ná é agus baḋ ṁór an sgrios é ḃeiṫ díoṁaoin." [16]

---

[13] **Sgéala, tidings, news, an account; sgéal, a story.**

[14] **Luid .i. faic, greim, a "tack."**

[15] **Is maiṫ a' sás ċuige é, a good "warrant" is he.**

[16] **Díoṁaoin .i. gan obair, idle.**

"Cá huin a ġeoḃair an t-airgead, a Ṁiċíl? mBeiḋ iaċall ort[17] an obair a ḋéanaṁ ar dtúis?"

"Deir an leitir go ḃfaġad fiċe púnt anois, agus an ċuid eile ó am go ham do réir mar a ḃíonn an obair ag dul ċun cinn. Ḃeiḋ fear a' teaċt anuas ċugainn ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ leis an obair a ṁolaḋ,[18] agus, mara mbeiḋ seisean sásta leis an obair, ní ḃeiḋ an t-airgead le faġáil."

"Ní'l annsain aċt an ceart."

Níor ḃ'ḟada go raiḃ meiṫiol[19] ṁór ag obair ag Miċeál Séamuis an Dúna. Ṫosnuiġ sé ar dtúis ar ḋíog ṁór a ḋéanaṁ ó'n gcurraċ síos go dtí an aḃainn. Do ṫóg sé agus do ṗléasg sé na cairrgeaċa ḃí 'sa Ṗáirc Ṁóir agus ní raiḃ sé i ḃfad go raiḃ fallaí (ballaí) an sgioḃóil nuaiḋ naċ mór críoċnuiġṫe ag an mbeirt saor a ḃí ag obair aige.

Ins an am so ḃí ceist na talṁan[20] i mbéal gaċ duine. Ḃí an sgéal go holc ag an feirmeóiriḃ. Ní hé aṁáin gur ṁeaṫ na prátaí orṫa, aċt éinniḋ ḃí le díol aca ḃí sé saor, agus gaċ rud a ḃí orṫa a ċeannaċ, ḃí sé daor. Ḃí na tiġearnaiḋe talṁan ag gearán nuair ná raiḃ an cíos ag teaċt isteaċ ċúċa, agus ní raiḃ an cíos ag na daoiniḃ boċta le taḃairt dóiḃ. Ḃí na máiġistrí ag bagairt an dliġe[21] ar na tionóntaiḃ,

---

[17] 'mbeiḋ iaċall ort?=An mbeiḋ sé d'ḟiaċaiḃ ort? Must you. Will you be compelled?

[18] An obair a ṁolaḋ .i. an obair a ṁeas, to value the work.

[19] Meiṫiol .i. sgata fear ag obair, a squad of workmen.

[20] Ceist na talṁan, the land question.

[21] Ag bagairt an dliġe, threatening law proceedings.

agus do caiṫeaḋ amaċ ar seilḃ fear boċt annso agus annsúd. Ḃí droċ-obair ag brúċtġail.[22]

D'iarr seirsí na hÉireann ar riaġaltaċas Sasana gan cead a ṫaḃairt d'aon ṁáiġistir duine boċt a ċaiṫeaṁ amaċ ar an mbóṫar mar ġeall air ná raiḃ a ċíos díolta, nuair a ḃí 'ḟios ag an saoġal mór ná raiḃ an t-airgead ag an ḃfear mboċt.

Ḃa ró-ḃeag an ṁaiṫ dóiḃ ḃeiṫ ag caint. 'Sé an freagra fuair siad gur ḃ'é sin an dliġe agus ná raiḃ leiġeas air. Ḃa leis an tiġearna an talaṁ agus nuair ná raiḃ an cíos le faġáil aige go gcaiṫfeaḋ sé an talaṁ a ḃeiṫ aige. Aċt b'ḟéidir i gcionn bliaḋna nó mar sin go mbeaḋ am aca rud éigint a ḋéanaṁ.

"Mair, a ċapaill, is ġeoḃair féar."

Nuair a ċonnaic na daoine boċta ná raiḃ aon t-sásaṁ le faġáil aca ó Ṡasana aċt dliġe, agus ná raiḃ aon ṁaiṫeas dóiḃ ḃeiṫ ag brat ar ċáirde faġáil ó na tiġearnaiḃ, duḃairt siad leo féin ná raiḃ aon níḋ eile rómpa anois aċt donas agus gáḃtar, mara mb'ḟéidir leo cur le n-a ċéile[23] agus iad féin a ċosaint.

Ní raiḃ aon eagla ar Ṁíċeál Ṡéamuis; ḃí léas aige agus rud doḃ' ḟearr 'ná léas, ḃí an cíos aige. Aċt mar sin féin, is é ḃí ag obair go díċeallaċ ar ṫaoḃ na ndaoine mboċt. Ṫug sé cóṁairle ṁaiṫ d'á ċóṁarsanaiḃ. Ar seisean:

"Má ċuirtear duine boċt ar a ṡeilḃ go héagcórach,[24] ná bíoḋ baint ag éinne agaiḃ leis an áit,

---

[22] Ag brúċtġail, brewing, coming on.

[23] Cur le n-a ċéile, support each other.

[24] Go héagcórach, unjustly.

agus má ṫagann aon sprionnlóigín[25] ó aon áit eile agus an áit a ṫógaint, ná bíoḋ baint agaiḃ leis sin aċt ċoṁ beag. Bíoḋ an talaṁ ag an máiġistir, má is maiṫ leis é, aċt geallaim-se ḋaoiḃ, má leanann siḃ mo ċoṁairle-se, gur fada ḃeiḋ sé gan cíos. Beiḋ an talaṁ aige aċt beiḋ a ṗócaí folaṁ agus," ar seisean, "bain barra na cluaise díom-sa naċ fada go mbeiḋ ceirt na talṁan socair againn, agus gan buiḋeaċas do ṁuintir Ṡasana."

Do ġlac na daoine an ċoṁairle seo, ní haṁáin i gCiarraiḋe aċt ar fuaid na hÉireann. Ḃí na tiġearnaiḋe ar buile. Ḃí daoine boċta d'á gcur amaċ as seilḃ, toir, ṫiar, ṫall agus i ḃfus, aċt ní raiḃ aon ṁaiṫ ann, ní raiḃ an cíos ḋ'á ḋíol.

Ċuir na tiġearnaiḋe sgéala anonn go Lonndain ag ráḋ go raḃadar creaċta agus gur ṁór an náire é do ṁuintir Ṡasana gan rud éicint a ḋéanaṁ dóiḃ-sean a ḃí i gcoṁnuiḋe ar ṫaoḃ na Sasanaċ i n-Éirinn.

Ḃí páipéir Ṡasana líonta le héiteaċ ag tromaiḋeaċt[26] ar Éirinn. Ċuireadar síos an fíor agus an ḃréag. D'éirt muintir Lonndan leis na tiġearnaiḃ. Ḃí cluas le héisteaċt[27] aca ḋóiḃ, rud ná raiḃ aca do sgéal na ndaoine mboċt a ḃí ag obair go dian ó ṁaidin go hoiḋċe a d'iarraiḋ sliġe ḃeaṫa[28] a ḃaint as ḋroċ-ṫalaṁ.

Cuireaḋ dliġe ar bun go tapaiḋ ag taḃairt ceada do'n ḃfear a ḃí i n-ionad na bainríoġna* i mBaile

[25] Sprionnlóigín = fear gan sprioraḋ, a mean man.
[26] Ag tromaiḋeaċt .i. ag cáineaḋ, speaking badly of.
[27] Cluas le héisteaċt, an attentive ear.
[28] Sliġe-ḃeaṫa, a livelihood, a living.
* The Lord Lieutenant.

Áṫa Cliaṫ agus d'á ḃuaċaill aimsire† éinne a ċur i bpríosún a ḃeaḋ ag ráḋ éinniḋ i gcoinniḃ cíosa a ḋíol. Níor ḃ'ḟada go raiḃ duine nó beirt sáitte isteaċ i bpríosún ó gaċ paróiste i n-Éirinn.

Is mar seo a ḃí an sgéal nuair a ḃí an ċéad ċuid de'n obair déanta ag Míċeál Séamuis an Dúna.

Ḃí fógra curṫa amaċ go mbeaḋ cruinniuġaḋ tionóntaí[29] agus fear oibre ag Droiċead na Leaṁna,[30] Dia Doṁnaiġ, agus, gan aṁras, ḃí Míċeál Séamuis an Dúna le ḃeiṫ ann agus mórán daoine eile nár ḃ' é.

Ar maidin Dé Máirt fuair Míċeál leitir ó duine uasal i gCorcaiġ ag ráḋ go mbeaḋ sé ag teaċt go Doire an Loċáin le féaċaint ar an obair a ḃí déanta ag Míċeál.

'Sé an obair a ḃí ag an nduine uasal so ḃeiṫ ag siuḃal na hÉireann síos suas, ag féaċaint i ndiaiḋ daoine go raiḃ iaraċt airgid aca mar a ḃí ag Míċeál Séamuis an Dúna, le heagla go mbeaḋ éinne ag fáġail airgid gan an obair a ḃeiṫ déanta agus críoċnuiġṫe i gceart aige.

D'ḟág an duine uasal Corcaiġ ar an dtraen ar a deiċ a ċlog. Ḃí sé i gCill-Áirne tamall beag tar éis an dá uair déag. Ḃí sean-aiṫne aige ar ċeann na gconnstábla[31] agus, nuair a ḃí greim ḃiḋ iṫte aige, ḃuail sé isteaċ ċuige 'sa ḃarraic, aċt níor ḟan sé i ḃfad, mar ḃí ḟios aige go maiṫ go raiḃ bóṫar fada

† The Chief Secretary to the Lord Lieutenant.

[29] Cruinniuġaḋ tionóntaí, a tenants' meeting, a land meeting.

[30] Droiċead na Leaṁna, Laune Bridge.

[31] Ceann na gconnstábla, the district inspector of police.

roimis. Fuair sé cárr agus ġluais air siar an tSráid Nua agus amaċ an bóṫar i n-aice leis an "tSéipéal Nua[32]." Ba ṁaiṫ leis ḃeiṫ ag baint cainte as a ġiolla agus is iomḋa rud a ċuireadar trí n-a ċéile ar an mbóṫar. Nuair a ċonnaic sé an "Séipéal Nua" (árd-teampall Ċiarraiḋe) agus gan é aċt leaṫ-ċríoċnuiġṫe, 'sé duḃairt sé: "Ca' 'na ṫaoḃ go ḃfuil an teampall breáġ sain mar sin?"

"Deir na sean-daoine ná beiḋ a ċeann críoċnuiġṫe go deó."

"Aċt cad ċuige ná beaḋ?"

"Deirtear go ḃfuil an talaṁ ró-ḃog agus go ḃfuil na fallaí a' dul síos tríd an talaṁ."

"Is mór an truaġ é ḃeiṫ mar atá sé. Cé leis an áit úd ar a dtaoḃ eile de'n nglaise (an Dianaċ)?"

"Le Tiġearna Ċinnṁara,[33] aċt is ró-annaṁ a ḃíonn siad 'na gcóṁnuiḋe ann anois. Siúd iad tiġṫe a luċt oibre ar ṫaoḃ an ḃóṫair."

"Is dóċa go ḃfuil eolas maiṫ agat ar an mbóṫar atá roṁainn."

"Tá, ar ċuid de, aċt ní raḃas riaṁ ṫar Droiċead na Leaṁna. Is maiṫ atá cuiṁne agam nuair ná raiḃ crann a' fás ar ṫaoḃ an ḃóṫair, agus féaċ anois air: tá sé 'na ċoill ṁóir. Ḃíoḋ raḃarc breáġ againn ar Loċ Léin ó'n mbóṫar, aċt anois is ar éigin a ġeoḃam cat-súil ar an loċ ná ar na cnuic ar dtaoḃ ṫiar de. A' ḃfeiceann tú an geata mór úd ṫall?"

"Ċím."

---

[32] Séipéal Nuaḋ .i. Teampoll mór Ċill' Áirne.

[33] Tiġearna Ċinnṁara, the Earl of Kenmare.

"Is 'mó lá spóirt a ḃíoḋ againn ins an áit sin nuair a ḃíoḋ na ráiseanna ann. Ḃí feirmeóir 'na ċoṁnuiḋe ann. D'imṫiġ sé. Ṫóg an tiġearna an talaṁ isteaċ 'na ḟeilḃ féin agus níor ḃ'ḟada 'na ḋiaiḋ sain nuair d'imṫiġ na ráiseanna leis."

"Náċ fearr do ḋaoiniḃ ḃeiṫ a' taḃairt áire d'á ngnó 'sa ḃaile ná ḃeiṫ a' caiṫeaṁ a gcuid airgid ar ráiseanna."

"Is dóċa go mb'ḟéarr, aċt ní dóiġ liom-sa go bḟuil na daoine pioc níos fearr anois 'ná ḃíodar ins a' tsean-aimsir nuair a ḃíoḋ ráiseanna agus pátrúin agus rinnce againn. Féaċ an sean-ḟoṫraċ úd ṫuas. Siúd í sean-roilig Aċaḋ d' Eó.[34] Dá mbeiḋfeá id ṡeasaṁ i n-aice léiṫi, ḃeaḋ radharc áluinn agat ar an loċ agus ar na cnuic ḃreaġḋa atá ar dtaoḃ ṫiar de'n loċ. Ní'limíd anois i bḟad ó Ḃinn Uisge.[35] A' bḟeiceann tú an tiġ mór úd ṫuas imeasg na gcrann?"

"Ċím: Cé leis é?"

"Is deacair a ráḋ anois cé leis an áit. Aċt is minic a ċuala mo ṡean-aṫair a' traċt ar an aimsir fad ó, nuair a ḃí Lady Hedley 'na cóṁnuiḋe ann. B'in í an ḃean uasal! Ḃí an píobaire aice dob' ḟearr a ḃí i n-Éirinn."

"Cad ab' ainm do?"

"Geanraí.[36] Nuair ná bíoḋ sí 'na coṁnuiḋe ann-so, ḃíoḋ sí 'na coṁnuiḋe i Ros-Ḃeiṫe.[37] Is iongantaċ

---

[34] Aċaḋ d' Eó, Aghadoe.
[35] Binn Uisge, the seat of the late Lady Headly.
[36] Geanraí, Ganzy: a famous piper known as Lady Headly's piper.
[37] Ros-Beiṫe, Rossbeigh.

an ṁaiṫeas a ḋein sí. Dá mbeaḋ mórán mar í anois, ní ḃéaḋ ceist na talṁan 'ár mboḋraḋ."

"Ḃfuil aiṫne agat ar Ṁíċeál Séamuis an Dúna; nó a' ḃfuil fios agat cá ḃfuil sé 'na ċoṁnuiḋe; an fada é ó Ḋroiċead na Leaṁna?"

"Ní raḃas riaṁ ṫar Ḋroiċead na Leaṁna."

Ṫáinig amras ar an mbuaċaill go raiḃ droċ-ḟuadar[38] fé'n nduine uasal agus léig sé air a ḃeiṫ níos neaṁ-eólgasaiġe 'ná ḃí sé. Ar seisean, ag cur casaḋ ar an gcoṁráḋ:—

"A' ḃfeiceann tú an tiġ mór úd idir sinn agus an loċ?"

"Ċím: Cé tá 'na ċoṁnuiḋe ann?"

"Is leis na Conallaiġ an áit. Sir Muiris mac dearḃráṫar do'n Ċonnsilléar* atá ann anois."

"Aċt ní hí sin an áit go mbíoḋ Doṁnall féin 'na ċoṁnuiḋe?"

"Ó, ní heaḋ, aċt i nDoire Ḟionáin."

Nuair a ṡroiċeadar Cill-a-Lí agus nuair a ċonnaic an duine uasal an sean-teampall ar ṫaoḃ an ḃóṫair, ní ḃeaḋ sé sásta gan dul suas ċuige, aċt níor ḟan sé i ḃfad ṫuas.

An faid is ḃí an duine uasal ag féaċaint ar an sean-teampall, do ḃí gail ag an mbuaċaill, agus nuair a ḃí sé ag ól an píopa, cé ḃuailfeaḋ ċuige, ag teaċt ó'n nGreannaiġ,[39] ná Doṁnall Ó Bruic. Ḃí sean-aiṫne ag an mbeirt ar a ċéile.

---

[38] Droċ-ḟuadar, intent on mischief.

* Doṁnall Ua Conaill.

[39] Greannaċ .i. áit i n-aice le Droiċead na Laṁna.

fada tá sé im' ċeann an curraċ a ḃriseaḋ,[10] aċt tá sé ró-fliuċ. Anois b'féidir go mbeiḋinn ábalta ar é ṫiormuġaḋ agus a ḃriseaḋ."



Ba ṫrom an obair í.

"Fan go fóill, a Ṁiċíl. Seaċain náċ é bior i gcoṁair na feola fiaiḋ agat é agus gan a' fiaḋ marḃ fós."

[10] An curraċ a ḃriseaḋ, to till (first) the bog or marsh.

"Is miṫid dúinn beiṫ ag dul a ċodlaḋ i n-ainm Dé."

"Is giorra 'ḋuine cabair Dé ná an doras."

Ar maidin lá ar n-a ḃáireaċ, ċuir Míċeál agus a ṁac, Doṁnall, ċun leitir a sgríoḃaḋ go Baile Áṫa Cliaṫ. Ba ṫrom an obair í. B'ḟusa go mór do Ḋoṁnall clais a róṁar[11] nó leaṫ-acra a ṫreaḃaḋ 'ná leitir a sgríoḃaḋ. Nuair a ḃí an leitir sgríoḃṫa, arsa Doṁnall: "An dóiġ leat a' ndéanfaiḋ sí an gnó?"

"A Ḋuine Uasail: Cloisim go ḃfuil airgead le fáġail ar iasaċt ag feirmeoiriḃ, agus gan aċt beagán le díol as. Is feirmeoir mise. Tá léas agam. Baḋ ṁaiṫ liom go ḃfaġainn iasaċt ḋá ċéad púnt le caiṫeaṁ lem' ċuid talṁan. Innis dom, má 'sé do ṫoil é, cad is ceart dom a ḋéanaṁ ċun go ḃfaġainn an t-airgead, má is rud é go ḃfuil sé le fáġail. Aċt b'ḟéidir go ḃfuil na páipéir bréagaċ, mar is gnáṫaċ leo a ḃeiṫ, aċt má táid, ní'l aon ḋíoġḃáil déanta.

Mise,

Míċeál Ṡéamuis an Dúna.

"Déanfaiḋ sé sin an gnó go ceart, a Ḋoṁnaill. Ní ḋéanfaḋ an sagart féin níos fearr é. Abair leis na páisdíḃ nuair a ḃeiḋ siad a' dul ar sgoil gan dearmad a ḋéanaṁ[12] ar an leitir a ċur san oifig."

---

[11] clais a róṁar, to dig a furrow.
[12] gan dearmad a ḋéanaṁ, not to forget.

D'imṫiġ an leitir agus i gcionn cúpla lá fuair Mícheál sgéala[13] ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ, agus b'é deire an sgéil é go ḃfuair Mícheál Séamuis an Dúna £200 ar iasaċt.

Nuair a ṫáinig an leitir ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ, 'sé duḃairt bean Ṁiċíl: "Is giorra 'ḋuine cabair Dé 'ná an doras. Ní horainn-ne amáin a ċuirfiḋ an t-airgead comaoine aċt ar na boċtánaiḃ atá mór-timċeall orainn."

"Is fíor ḋuit sin, a Ṁáire. Tá an saoġal dian go leór orainn-ne aċt tá sé níos déine ar ár gcoṁarsanaiḃ agus gan a ndóṫain le n-iṫe 'ná le n-ól ag cuid aca."

"Ċonnac clann Ṫaiḋg léiṫ a' dul ar sgoil indé agus, go deiṁin féin duit, ba ṁór an truaġ ḃeiṫ a' féaċaint orta. Ní raiḃ orta aċt na gionail agus daṫ na luaiṫe orta sain."

"Ḃí Cáit Léan annso tráṫnóna indé a d'iarraiḋ gráinne mine, agus 'sé duḃairt sí ná raiḃ greim le n-iṫe aca ó ṁaidin indé, agus go raiḃ a fear a' dul ó ṫuaiḋ go Tráiġlí 'féaċaint a' ḃfaġaḋ sé aon-niḋ le déanaṁ, aċt go raiḃ náire air an tiġ 'fágaint mar ġeall air ná raiḃ luid[14] de'n ċasóig air."

"Seaḋ, a Ṁáire, le cungnaṁ Dé, beiḋ obair 'sa ḃaile aige anois ar feaḋ tamaill, agus is maiṫ a' sás ċuige[15] é Pádraig. Ní'l fear oibre eile 'sa ṗaróisde níos fearr 'ná é agus baḋ ṁór an sgrios é ḃeiṫ díoṁaoin."[16]

[13] Sgéala, tidings, news, an account; sgéal, a story.
[14] Luid .i. faic, greim, a "tack."
[15] Is maiṫ a' sás ċuige é, a good "warrant" is he.
[16] Díoṁaoin .i. gan obair, idle.

"Cá huin a ġeoḃair an t-airgead, a Ṁícil? mḃeiḋ iaċall ort[17] an obair a ḋéanaṁ ar dtúis?"

"Deir an leitir go bfaġaḋ fiċe púnt anois, agus an ċuid eile ó am go ham do réir mar a ḃíonn an obair ag dul ċun cinn. Ḃeiḋ fear a' teaċt anuas ċugainn ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ leis an obair a ṁolaḋ,[18] agus, mara mbeiḋ seisean sásta leis an obair, ní ḃeiḋ an t-airgead le fáġail."

"Ní'l annsain aċt an ceart."

Níor ḃ'ḟada go raiḃ meiṫiol[19] ṁór ag obair ag Míċeál Séamuis an Dúna. Ṫosnuiġ sé ar dtúis ar ḋíog ṁór a ḋéanaṁ ó'n gcurraċ síos go dtí an aḃainn. Do ṫóg sé agus do ṗléasg sé na cairrgeaċa ḃí 'sa Ṗáirc Ṁóir agus ní raiḃ sé i ḃfad go raiḃ fallaí (ballaí) an sgiobóil nuair naċ mór críoċnuiġṫe ag an mbeirt saor a ḃí ag obair aige.

Insan am so ḃí ceist na talṁan[20] i mbéal gaċ duine. Ḃí an sgéal go holc ag an feirmeóiriḃ. Ní hé aṁáin gur ṁeaṫ na prátaí orta, aċt éinníḋ ḃí le díol aca ḃí sé saor, agus gaċ rud a ḃí orta a ċeannaċ, ḃí sé daor. Ḃí na tiġearnaiḋe talṁan ag gearán nuair ná raiḃ an cíos ag teaċt isteaċ ċúċa, agus ní raiḃ an cíos ag na daoiniḃ boċta le taḃairt dóiḃ. Ḃí na máiġistri ag bagairt an dliġe[21] ar na tionóntaiḃ,

---

[17] 'mḃeiḋ iaċall ort?=An mbeiḋ sé d'ḟiaċaiḃ ort? Must you. Will you be compelled?

[18] An obair a ṁolaḋ .i. an obair a ṁeas, to value the work.

[19] Meiṫiol .i. sgata fear ag obair, a squad of workmen.

[20] Ceist na talṁan, the land question.

[21] Ag bagairt an dliġe, threatening law proceedings.

agus do caiṫeaḋ amaċ as seilḃ fear boċt annso agus annsúd. Ḃí droċ-obair ag brúċtġail.[22]

D'iarr feisirí na hÉireann ar riaġaltaċas Sasana gan cead a ṫaḃairt d'aon ṁáiġistir duine boċt a ċaiṫeaṁ amaċ ar an mbóṫar mar ġeall air ná raiḃ a ċíos díolta, nuair a ḃí 'ḟios ag an saoġal mór ná raiḃ an t-airgead ag an ḃfear mboċt.

Ḃa ró-ḃeag an ṁaiṫ dóiḃ ḃeiṫ ag caint. 'Sé an freagra fuair siad gur ḃ'é sin an dliġe agus ná raiḃ leiġeas air. Ḃa leis an tiġearna an talaṁ agus nuair ná raiḃ an cíos le faġáil aige go gcaiṫfeaḋ sé an talaṁ a ḃeiṫ aige. Aċt b'ḟéidir i gcionn bliaḋna nó mar sin go mbeaḋ am aca rud éicint a ḋéanaṁ.

“Mair, a ċapaill, is ġeoḃair féar.”

Nuair a ċonnaic na daoine boċta ná raiḃ aon t-sásaṁ le faġáil aca ó Ṡasana aċt dliġe, agus ná raiḃ aon ṁaiṫeas dóiḃ ḃeiṫ ag braṫ ar ċáirde faġáil ó na tiġearnaiḃ, duḃairt siad leo féin ná raiḃ aon níḋ eile rómpa anois aċt donas agus gáḃtar, mara mb'ḟéidir leo cur le n-a ċéile[23] agus iad féin a ċosaint.

Ní raiḃ aon eagla ar Ṁíċeál Ṡéamuis; ḃí léas aige agus rud doḃ' ḟearr 'ná léas, ḃí an cíos aige. Aċt mar sin féin, is é ḃí ag obair go díċeallaċ ar ṫaoḃ na ndaoine mboċt. Ṫug sé cóṁairle ṁaiṫ d'á ċóṁarsanaiḃ. Ar seisean:

“Má ċuirtear duine boċt as a ṡeilḃ go héagcóraċ,[24] ná bíoḋ baint ag éinne agaiḃ leis an áit,

[22] ag brúċtġail, brewing, coming on.
[23] Cur le n-a ċéile, support each other.
[24] go héagcóraċ, unjustly.

agus má ṫagann aon sprionnlóigín[25] ó aon áit eile agus an áit a ṫógaint, ná bíoḋ baint agaiḃ leis sin aċt ċom beag. Bíoḋ an talaṁ ag an máiġistir, má is maiṫ leis é, aċt geallaim-se ḋaoiḃ, má leanann siḃ mo ċoṁairle-se, gur fada beiḋ sé gan cíos. Beiḋ an talaṁ aige aċt beiḋ a ṗócaí folaṁ agus," ar seisean, "bain barra na cluaise díom-sa naċ fada go mbeiḋ ceirt na talṁan socair againn, agus gan buiḋeaċas do ṁuintir Ṡasana."

Do ġlac na daoine an ċoṁairle seo, ní haṁáin i gCiarraiḋe aċt ar fuaid na hÉireann. Ḃí na tiġearnaiḋe ar buile. Ḃí daoine boċta d'á gcur amaċ as seilḃ, ṫoir, ṫiar, ṫall agus i bfus, aċt ní raiḃ aon ṁaiṫ ann, ní raiḃ an cíos ḋ'á ḋíol.

Ċuir na tiġearnaiḋe sgéala anonn go Lonndain ag ráḋ go raḃadar creaċta agus gur ṁór an náire é do ṁuintir Ṡasana gan rud éicint a ḋéanaṁ ḋóiḃ-sean a ḃí i gcoṁnuiḋe ar ṫaoḃ na Sasanaċ i n-Éirinn.

Ḃí páipéir Ṡasana líonta le héiṫeaċ ag tromaiḋeaċt[26] ar Éirinn. Ċuireadar síos an fíor agus an ḃréag. D'éist muintir Lonnḋan leis na tiġearnaiḃ. Ḃí cluas le héisteaċt[27] aca ḋóiḃ, rud ná raiḃ aca do sgéal na ndaoine mboċt a ḃí ag obair go dian ó ṁaidin go hoiḋċe a d'iarraiḋ sliġe beaṫa[28] a ḃaint as ḋroċ-ṫalaṁ.

Cuireaḋ dliġe ar bun go tapaiḋ ag taḃairt ceada do'n ḃfear a ḃí i n-ionad na bainríoġna* i mBaile

[25] Sprionnlóigín = fear gan spioraḋ, a mean man.
[26] Ag tromaiḋeaċt .i. ag cáineaḋ, speaking badly of.
[27] Cluas le héisteaċt, an attentive ear.
[28] Sliġe-beaṫa, a livelihood, a living.
* The Lord Lieutenant.

Áṫa Cliaṫ agus d'á ḃuaċaill aimsire† éinne a ċur i bpríosún a ḃeaḋ ag ráḋ éinniḋ i gcoinniḃ cíosa a ḋíol. Níor ḃ'ḟada go raiḃ duine nó beirt sáiṫte isteaċ i bpríosún ó gaċ parróiste i n-Éirinn.

Is mar seo a ḃí an scéal nuair a ḃí an ċéad ċuid de'n obair déanta ag Míċeál Ṡéamuis an Dúna.

Ḃí fógra curta amaċ go mbeaḋ cruinniuġaḋ tionóntaí[29] agus fear oibre ag Droiċead na Leaṁna,[30] Dia Doṁnaiġ, agus, gan amras, ḃí Míċeál Ṡéamuis an Dúna le ḃeiṫ ann agus mórán daoine eile nár ḃ' é.

Ar maidin Dé Máirt fuair Míċeál leitir ó ḋuine uasal i gCorcaiġ ag ráḋ go mbeaḋ sé ag teaċt go Doire an Loċáin le féaċaint ar an obair a ḃí déanta ag Míċeál.

'Sé an obair a ḃí ag an nduine uasal so ḃeiṫ ag siuḃal na hÉireann síos suas, ag féaċaint i ndiaiḋ daoine go raiḃ iarraċt airgid aca mar a ḃí ag Míċeál Ṡéamuis an Dúna, le heagla go mbeaḋ éinne ag fáġail airgid gan an obair a ḃeiṫ déanta agus críoċnuiġte i gceart aige.

D'ḟág an duine uasal Corcaiġ ar an dtraen ar a deiċ a ċlog. Ḃí sé i gCill-Áirne tamall beag tar éis an dá uair déag. Ḃí sean-aiṫne aige ar ċeann na gconnstábla[31] agus, nuair a ḃí greim biḋ iṫte aige, ḃuail sé isteaċ ċuige 'sa ḃarraic, aċt níor ḟan sé i ḃfad, mar ḃí ḟios aige go maiṫ go raiḃ ḃóṫar fada

† The Chief Secretary to the Lord Lieutenant.

[29] Cruinniuġaḋ tionóntaí, a tenants' meeting, a land meeting.

[30] Droiċead na Leaṁna, Laune Bridge.

[31] Ceann na gconnstábla, the district inspector of police.

roimis. Fuair sé cárr agus ġluais air siar an tSráid Nua agus amaċ an bóṫar i n-aice leis an "tSéipéal Nua[32]." Ba ṁaiṫ leis ḃeiṫ ag baint cainte as a ġiolla agus is iomḋa rud a ċuireadar trí n-a ċéile ar an mbóṫar. Nuair a ċonnaic sé an "Séipéal Nua" (árd-ṫeampall Ċiarraiḋe) agus gan é aċt leaṫ-ċríoċnuiġṫe, 'sé duḃairt sé: "Ca' 'na ṫaoḃ go ḃfuil an teampall breáġ sain mar sin?"

"Deir na sean-daoine ná beiḋ a ċeann críoċnuiġṫe go deó."

"Aċt cad ċuige ná beaḋ?"

"Deirtear go ḃfuil an talaṁ ró-ḃog agus go ḃfuil na fallaí a' dul síos tríd an talaṁ."

"Is mór an truaġ é ḃeiṫ mar atá sé. Cé leis an áit úd ar a dtaoḃ eile de'n nglaise (an Dianaċ)?"

"Le Tiġearna Ċinnṁara,[33] aċt is ró-annaṁ a ḃíonn siad 'na gcóṁnuiḋe ann anois. Siúd iad tiġṫe a luċt oibre ar ṫaoḃ an ḃóṫair."

"Is dóċa go ḃfuil eolas maiṫ agat ar an mbóṫar atá roṁainn."

"Tá, ar ċuid de, aċt ní raḃas riaṁ ṫar Droiċead na Leaṁna. Is maiṫ atá cuiṁne agam nuair ná raiḃ crann a' fás ar ṫaoḃ an ḃóṫair, agus féaċ anois air: tá sé 'na ċoill ṁóir. Ḃíoḋ radarc breáġ againn ar Loċ Léin ó'n mbóṫar, aċt anois is ar éigin a ġeoḃam cat-súil ar an loċ ná ar na cnuic ar dtaoḃ tiar de. A' ḃfeiceann tú an geata mór úd ṫall?"

"Ċím."

---

[32] Séipéal Nuaḋ .i. Teampoll mór Ċill' Áirne.
[33] Tiġearna Ċinnṁara, the Earl of Kenmare.

"Is 'mó lá spóirt a ḃíoḋ againn ins an áit sin nuair a ḃíoḋ na ráiseanna ann. Ḃí feirmeóir 'na ċoṁnuiḋe ann. D'imṫiġ sé. Ṫóg an tiġearna an talaṁ isteaċ 'na ḟeilḃ féin agus níor ḃ'ḟada 'na ḋiaiḋ sain nuair d'imṫiġ na ráiseanna leis."

"Náċ fearr do ḋaoiniḃ ḃeiṫ a' taḃairt aire d'á ngnó 'sa ḃaile ná ḃeiṫ a' caiṫeaṁ a gcuid airgid ar ráiseanna."

"Is dóċa go mb'ḟéarr, aċt ní dóiġ liom-sa go ḃfuil na daoine pioc níos fearr anois 'ná ḃíodar ins a' tsean-aimsir nuair a ḃíoḋ ráiseanna agus pátrúin agus rinnce againn. Féaċ an sean-ḟotraċ úd ṫuas. Siúd í sean-roilig Aċaḋ d' Eó.[34] Dá mbeiḋfeá id ḟeasaṁ i n-aice léiṫi, ḃeaḋ raḋarc áluinn agat ar an loċ agus ar na cnuic ḃreaġḋa atá ar dtaoiḃ ṫiar de'n loċ. Ní'limíd anois i ḃfad ó Ḃinn Uisge.[35] A' ḃfeiceann tú an tiġ mór úd ṫuas imeasg na gcrann?"

"Ċím: Cé leis é?"

"Is deacair a ráḋ anois cé leis an áit. Aċt is minic a ċuala mo ṡean-aṫair a' tráċt ar an aimsir fad ó, nuair a ḃí Lady Hedley 'na cóṁnuiḋe ann. B'in í an ḃean uasal! Ḃí an píoḃaire aice dob' ḟeárr a ḃí i n-Éirinn."

"Cad ab' ainm do?"

"Geansaí.[36] Nuair ná bíoḋ sí 'na coṁnuiḋe ann-so, bíoḋ sí 'na coṁnuiḋe i Ros-Ḃeiṫe.[37] Is iongantaċ

---

[34] Aċaḋ d' Eó, Aghadoe.
[35] Binn Uisge, the seat of the late Lady Headly.
[36] Geansaí, Ganzy: a famous piper known as Lady Headly's piper.
[37] Ros-Beiṫe, Rossbeigh.

an ṁaiṫeas a ḋein sí. Dá mbeaḋ mórán mar í anois, ní ḃéaḋ ceist na talṁan 'ár mbóḋraḋ."

"Ḃfuil aiṫne agat ar Ṁíċeál Séamuis an Dúna; nó a' ḃfuil fios agat cá ḃfuil sé 'na ċoṁnuiḋe; an fada é ó Droiċead na Leaṁna?"

"Ní raḃas riaṁ tar Droiċead na Leaṁna."

Ṫáinig amras ar an mbuaċaill go raiḃ droċ-ḟuadar[38] fé'n nduine uasal agus léig sé air a ḃeiṫ níos neaṁ-eólgasaiġe 'ná ḃí sé. Ar seisean, ag cur casaḋ ar an gcoṁráḋ :—

"A' ḃfeiceann tú an tiġ mór úd idir sinn agus an loċ?"

"Ċím: Cé tá 'na ċoṁnuiḋe ann?"

"Is leis na Conallaiġ an áit. Sir Muiris mac dearḃráṫar do'n Ċonnsilléar* atá ann anois."

"Aċt ní hí sin an áit go mbíoḋ Doṁnall féin 'na ċoṁnuiḋe?"

"Ó, ní heaḋ, aċt i nDoire Ḟionáin."

Nuair a ṡroiċeadar Cill-a-lí agus nuair a ċonnaic an duine uasal an sean-teampall ar ṫaoḃ an ḃóṫair, ní ḃeaḋ sé sásta gan dul suas ċuige, aċt níor ḟan sé i ḃfad ṫuas.

An faid is ḃí an duine uasal ag féaċaint ar an sean-teampall, do ḃí gail ag an mbuaċaill, agus nuair a ḃí sé ag ól an píopa, cé ḃuailfeaḋ ċuige, ag teaċt ó'n nGreannaiġ,[39] ná Doṁnall Ó Bruic. Ḃí sean-aiṫne ag an mbeirt ar a ċéile.

---

[38] Droċ-ḟuadar, intent on mischief.

* Doṁnall Ua Conaill.

[39] Greannaċ .i. áit i n-aice le Droiċead na Laṁna.

"Ce hé tá leat indiu?" arsa Doṁnall. "Is truaġ gan 'fios agam," ars' an giolla.

"Ca ḃfuil sé ag dul?"

"Ní ḟeadar. Ḃí sé a' cur tuairisg' fir de ṁuintir Ḋúna atá 'na cóṁnuiḋe ar an dtaoḃ eile de'n Leaṁain."

"An é Míċeál Ṡéamuis é?"

"An fear céadna. Ḃfuil aiṫne agat air?"

"Tá gan aṁras. Ca' 'na ṫaoḃ ná ḃeaḋ. Agus a' ḃfuil 'fios agat cad é a gnó le Míċeál Ṡéamuis an Ḋúna."

"Ní'l 'fios agam."

"B'ḟéidir náċ fearra duit fios a ḃeiṫ agat."

"Agus ca' 'na ṫaoḃ?"

"Is dóċa go ḃfuil 'fios agat go mbeiḋ cruinniuġaḋ ag Droiċead na Leaṁna Dia Doṁnaiġ seo ċugainn. Ḃí Taḋg Óg Ó Meaḋra le ḃeiṫ ann agus Conċuḃar Duḃ agus Míċeál Ṡéamuis an Ḋúna. Ṫáinig na póilí aréir agus rugadar leo Taḋg Óg agus Conċuḃar, agus is dóċa go ḃfuil an ḃeirt aca anois fé ġlas i dTráiġlí, mar a ḃfuil siad a' feiṫeaṁ go mbeiḋ greim ar Míċeál Ṡéamuis."

"Cad is fearra dom a ḋéanaṁ?"

"Is dóċa ná fuil Gaeḋilg ag an ḃfear so."

"Ní'l focal."

"Níor ḃ'aon díoġḃáil duit a leigean do dul amuġa."

"Éist; seo ċugainn anuas é."

"Go n-éiriġe an lá leat."

"Tiomáin leat anois," ars' an duine uasal, "nó ní ḃeaḋ i n-am agus daoine a' feiṫeaṁ orm."

Ṫiomáineadar leo. Ṫarraing an duine uasal ċuige a ṁála agus ṫóg sé amaċ ar dorn leitreaċa[40] agus páipéar. Ṫug an buaċaill cat-súil[41] anonn air agus nuair a ċonnaic sé *O. H. M. S.* ar na leitreaċaiḃ, do ṗreab sé, aċt níor leig se air go ḃfaca sé éinniḋ.

Níor ḃ'ḟada go raḃadar ag Droiċead na Leaṁna. Ḃí páipéar mór ar ṫaoḃ an droiċid ag ráḋ go mbeaḋ cruinniuġaḋ ann i dtaoḃ ceiste na talṁan ar an nDoṁnaċ. Níor leig an giolla air go ḃfaca sé an fuagraḋ, aċt d'ḟéaċ an fear eile go géar air, agus tar éis ḃeiṫ ag féaċaint air, ṫarraing sé amaċ leitir as a ṗóca, agus ḃí sé ag léiġeaḋ na leitreaċ nuair a casaḋ fear orṫa ar an nDroiċead.

"A' ḃfuil ḟios agat," ars' an duine uasail leis, "an fada uainn Deire Leataen?"

"Go deiṁin, ní'l 'ḟios agam, a ḋuine uasail."

"Naċ ait an sgéal é sin anois, agus duḃairt an t-oifigeaċ liom ná raiḃ an áit aċt cúpla míle nó trí ó Ḋroiċead na Leaṁna. Cad is ainm do'n ṗaróiste seo?"

"Paróiste na Tuaiṫe, a ḋuine uasail."

"Naċ í paróiste Nacaen* í?"

"Níor ċuala-sa aon ainm eile ar an bparóiste aċt an Tuaṫ,[42] aċt ní'l eolas ró-ṁaiṫ agam ar an tír seo, mar táim-se im' ċoṁnuiḋe ar an dtaoḃ eile de'n

---

[40] Dorn leitreaċa, a bundle of letters.

[41] Cat-súil, a glance.

* Knockane (An Ċnocáin).

[42] Tuaṫ (an t-ainm coitċeann ar Ċnocán), a parish in Kerry.

aḃainn. B'ḟéidir go mbeaḋ 'ḟios aca tuas ag an gceárdċain."

"An fad' uainn an ceárdċa?"

"Leaṫ-ṁíle nó mar sin."

"Go raiḃ maiṫ agat."

"Tiomáin leat, a ġiolla; tá eagla orm go mbeam déiḋeanaċ agus tá daoine a' feiṫeaṁ orm-sa. An dóiġ leat an bfuilmíd ar an mbóṫar ceart?"

"Ní'l 'ḟios agam, aċt ba ċeart go mbeaḋ fios ag an ngaḃa."

Níor ḃ'ḟada go raḃadar ag doras tiġe na ceárdċan. Ḃuail an giolla isteaċ. Ḃí aiṫne ṁaiṫ aige ar Ṫomás Gaḃa.

"Anois," ar seisean, "tá fear ar iomċar agam indiu agus tá eagla orm go bfuil droċ-ḟuadar faoi. Tá sé 'dul ar tóir Ṁíċíl Séamuis an Dúna. Ní'l ainm na paróisde ná ainm na háite i gceart aige. An dóiġ leat a' mb'ḟéidir leat é ċur amuġa. Teanam ort amaċ ċuiġe; beiḋ iongnaḋ air cad tá ḋom' ċoimeád."

"Go mbeannuiġiḋ Dia ḋuit, a ḋuine uasail," arsa Tomás. "Tá eagla orm go bfuilir beagán as do ḃóṫar."

"A' ndeireann tú é? Ceapas ná raiḃ Deire Leaṫaen ḃfad ó'n áit seo."

"Ní dóiġ liom go bfuil Deire Leaṫaen 'sa ṗaróisde. Aċt fan go fóill, tá Doire Leaṫan tamall beag ó'n áit seo agus b'ḟéidir gurab í sin an áit atá uait."

"Cé tá 'na ċóṁnuiḋe i nDoire Leaṫan?"

"Ó tá mórán 'na gcóṁnuiḋe ann. Baile mór is eaḋ é."

"Ḃfuil fios agat a' ḃfuil Miċeál Ṡéamuis an Dúna 'na ċóṁnuiḋe ann?"

"Tá aiṫne agam ar ḃeirt fear de ṁuintir an Dúna 'sa ṗaróisde. Tá duine aca 'na ġaḃa i n-aice le Droiċead na Geadaiġe, agus an fear eile, tá ceardċa aige ar an gCeapaiġ."[43]

"Ní héinne aca san atá uaim-se. Cad is fearra dom a déanaṁ?"

"Tiomáiniḋ liḃ suas bóṫar an ṁuilinn. Ní dóiġ liom go ḃfuil Doire Leaṫan i ḃfad uaiḋ. 'Sé Donnċaḋ Ó Comaoin atá 'na ċóṁnuiḋe ag an muileann."

Ṫiomáineadar leo, aċt má ṫiomáineadar, ṗreab an gaḃa an cóṁgar[44] anonn agus ċuir sé focal i gcluais Ḋonnċaḋa an Ṁuilinn, agus nuair a ḃí an méid sin déanta aige, as go bráṫaċ leis go dtí Doire an Loċáin le sgéala ċun Miċíl Ṡéamuis.

Ní gáḃaḋ dom a ráḋ gur ċuir Donnċaḋ an Ṁuilinn aisdear eile ar an nduine uasal agus ar a ġiolla, agus, nuair a ḃí an ġrian ag dul faoi, 'sé an áit go raḃadar ná i n-aice le Droiċead Uaċtraċ na Leaṁna.[45]

---

[43] Ceapaċ .i. baile beag i bparóisde an Ċnocáin i n-aice le Cill-Ġobnatan.

[44] Coṁgar (pron. coṁngar) .i. aiṫġiorra, a short cut.

[45] Droiċead Uaċtraċ na Leaṁna, Upper Laune Bridge, close to the lake.

"Ní'l aon ṁaiṫeas dúinn ḃeiṫ a' siuḃal. Tá sé ċoṁ maiṫ dúinn filleaḋ a ḃaile. 'Ḃfuilmíd i ḃfad ó Ċill-Áirne?" ars' an duine uasal agus é go cráiḋte.

"Seo í an Leaṁain, agus ní dóiġ liom go ḃfuil an loċ i ḃfad suas uainn, agus má's mar sin atá an sgéal, ní'l Cill Áirne i ḃfad uainn."

"Tiomáin leat a ḃaile mar sin. Tá an lá caiṫte agam, agus is beag é mo ḟaoṫar. Ḃaḋ ċuma liom aċt go ḃfuil daoine a' feiṫeaṁ orm, aċt ní'l leiġeas air anois."

Níor ḃ'ḟada ḋóiḃ ag dul a ḃaile agus is ar an ngiolla a ḃí an t-áṫas nuair a sgar sé leis an nduine uasal ar ṡráid Ċill' Áirne agus a leaṫ-ġiní 'na ṗóca aige de ḃárr an lae. Ḃí an fear eile searḃ go leór de féin agus d'obair an lae. 'Sé an ċéad fear a ḃuail uime ar an tsráid ná oifigeaċ na gconnstábla.

Ar seisean, "Níor ċeapas go mbeiṫeá ar n-ais ċoṁ luaṫ. Ná raiḃ an fear 'sa ḃaile?"

"Ní ḟeadar a' raiḃ nó ná raiḃ. Ní ḟaca-sa é aċt go h-áiriġṫe."

"Ní ḟaca tú é. Cá raiḃ sé? Nár sgríoḃais ċuige roimis so?"

"Do sgríoḃas aċt ċuamair amuġa agus b' éigean dúinn filleaḋ a ḃaile."

"Ċuaḃair amuġa, an eaḋ? Ar nḋóiġ, ní'l fear ná bean ó Ḋroiċead na Leaṁna siar ná fuil aiṫne aca ar Ṁiċeál Séamuis an Dúna."

"Níor ḃuail éinne liom-sa go raiḃ aiṫne aige air ná ar an áit 'na ḃfuil sé 'na ċoṁnuiḋe. Ní raiḃ aṁáin ainm na paróiste i gceart agam-sa nó aca-san, ní

ḟeadar ciaca. Nacaen* atá agam-sa mar ainm ar an ḃparóisde. I ḃparóisde na Tuaiṫe ḃíomair agus ní raiḃ 'ḟios ag éinne cá ḃfuil Deire Leaṫaen."

"Níḋ nác iongnaḋ, Doire an Loċáin a ḃí uait i ḃparóisde an Ċnocáin."

"An donas orta mar ainmneaċa; 'siad a ċuir sinn amuġa."

"Ní'l leiġeas air anois. 'Sé is fearra duit a ḋéanaṁ sgríoḃaḋ ċuige anoċt a' ráḋ le Míċeál go mbeiḋ tú siar ċuige i mbáireaċ agus cuirfead-sa tiománaiḋe ċugat ar ball. Tóg leat é agus ní baoġal duit dul amuġa. Ní'l poll ná póirse ar an dtaoḃ eile de Ḋroiċead na Leaṁna gan fios a ḃeiṫ aige orta."

Nuair a ċualaiḋ fir oibre Ṁíċil Séamuis go raiḃ an duine uasal ag teaċt, ní gáḃaḋ dom a ráḋ go dtáinig a gcaint ċuca.

"Cad as é?" deir duine aca. "Cad is ainm dó?" deir fear eile. "Is dóċa gur Sasanaċ é," adeir an tríoṁaḋ fear, "agus go mbeiḋ sé ag déanaṁ magaiḋ fúinn-ne agus sé n-ár gcuid Béarla."

"Ná labair aċt Gaeḋilg," adeir Diarmaid Ó Géar-áin, "agus ní baoġal go mbeiḋ aon ċúis ṁagaiḋ aige 'ná ag éinne a ḃuailfiḋ ċugainn ó Sasana 'ná ó aon áit eile."

"Cá huin[46] a ḃeiḋ sé annso?" adeir Seaġán Ṫaiḋg.

* Knockane.
[46] Ca huin (cá huain?) .i. cé 'n uair? When?

"Is cuma liom-sa," arsa Séamus Liaṫ. "B'fearr liom go mbeaḋ gal tobac agam. Seo ċugainn fear a' tiġe. Is dóċa go bḟuil cunntas cruinn[47] aige-sean;" (le Miċeál Ṡéamuis): "Is dóċa go mbeiḋ an fear ó Ċorcaiġ annso ḟar a fada."

"Is dóċa go mbeiḋ. Duḃairt sé go ṁbeaḋ sé annso ar a trí a ċlog nó beagáinín 'na ḋiaiḋ. Ḃaḋ ṁaiṫ liom go mbeaḋ gaċ aon níḋ go slaċtṁar[48] roiṁis. A Ḋoṁnaill, ná fág na cloċa sain mar tá siad, ní'l siad curṫa i gceart. Sin é anois, is fearr mar sin iad. Caiṫ dorn des na mion-ċloċaiḃ anuas orṫa agus cuir sgraiṫ[49] ar na mion-ċloċaiḃ."

"Is dóċa gurab é seo é anois a' tiomáint ċugainn anoir."

"Ní hé," arsa Diarmaid Ó Géaráin. "Siúḋ é Steócs na mbóiṫre." [50]

"Is fíor ḋuit, a Ḋiarmaid, náċ láidir atá an sean-ḃuaċaill a' féaċaint."

"Cé hé siúḋ a' teaċt a leiṫ ċugainn ar sodar?"

"Náċ é Tomás gaḃa atá ann?"

"'Sé go díreaċ agus deaḃaḋ air."

"Go mbeannuiġiḋ Dia ḋaoiḃ," arsa Tomás agus a ċroiḋe 'na ḃéal aige.

"Dia 's Muire ḋuit, a Ṫomáis," arsa Miċeál Ṡéamuis. "Cad tá ort?"

"Cogair a leiṫ go fóill, a Ṁícil. Táṫar ar do ṫóir go te. Do ḃuail fear isteaċ ċugainn-ne ó ċianaiḃ.

---

[47] Cunntas cruinn .i. eólas ceart, correct knowledge.
[48] Slaċtṁar .i. críoċnuiġṫe i gceart, finished.
[49] Sgraiṫ .i. fód, a scraw.
[50] Steocs na mbóiṫre, Stokes, a county surveyor.

Ċuir sé do ṫuairisg-se. Ní ḃeaḋ aon aṁras agam air aċt go dtáinig an buaċaill ḃí 'á ṫiomáint isteaċ roimis ⁊ gur innis sé ḋom go raiḃ an fear so 'á ċeistiuġaḋ ar an mbóṫar id' ṫaoḃ-sa agus go raiḃ a ṁála lán de ṗáipéaraiḃ agus coṁarṫa na bainríoġna orṫa. Ḃí fios agam go maiṫ náċ éinne eile ḃeaḋ ann aċt duine éicint ar do ṫóir-se le barántas. Ní raiḃ ainm na háite i gceart aige. Leigeas-sa orm gur Doire Leaṫan a ḃí uaiḋ. Ċuireas ar ḃóṫar Ċuimín iad agus ċuir Donnċaḋ an Ṁuilinn airsean eile orṫa. Ní dóiġ liom go mbeiḋ fear an ḃarántais annso tráṫnóna indiu."

"Cúis gáire ċugainn, a Ṫomáis. Ní barántas[51] a ḃí ag an nduine uasal úd, aċt is aṁlaiḋ a ḃí sé a' teaċt le féaċaint ar an obair atá déanta agam-sa. Ċuir sé sgéala ċugam ó Ċorcaiġ go mbeaḋ sé annso indiu, aċt is baoġlaċ ná tiucfaiḋ sé anois."

"Féaċ anois," arsa Tomás, "náċ mé an t-amadán? Baḋ ċóir go mbeaḋ 'fios agam, dá mbaḋ ḃarántas a ḃeaḋ ag an nduine uasal, ná beaḋ sé i n'aonar. Cad a ḋéanfam anois?"

"B'féidir go mbeaḋ sé annso fós."

"Ní baoġal do anoċt. Mara mbeaḋ éinne le é ḋéanaṁ, ċuirfeaḋ an tiománaiḋe amuġa é, mar tá 'fios aige go maiṫ ná beiḋfiḋe ró-ḃuiḋeaċ de dá mbeaḋ sé a' filleaḋ a ḃaile go Cill Áirne agus tusa ar iomċar aige id' ṗríosúnaċ."

"Seaḋ! ní'l léiġeas air anois. Is dóċa go mbeiḋ sé annso i mbáireaċ," arsa Míċeál Séamuis an Dúna.

---

[51] Barántas, a warrant.

Ṫáinig sé i mbáireaċ. Do ṫaitin an obair a ḃí déanta ag Miċeál leis. Ḃí sé ċoṁ sibialta agus ċoṁ suḃáilceaċ sain gur innis Miċeál do cionnus



Do ṫaitin an obair a ḃí déanta ag Miċeál leis.

mar a cuireaḋ amuġa é an lá roimis sin. Ní duḃairt an duine uasal focal aċt "Féaċ anois, dá mbeaḋ Gaeḋilg agam, níor ḃaoġal dom dul amuġa."

Fuair Míċeál Ṡéamuis an Dúna sintiús[52] eile de'n airgead a ḃí a' teaċt ċuige. Ċaiṫ sé é agus tuilleaḋ 'na ṫeannta le n-a ċuid talṁan. Ḋein sé obair ṁór ar an áit agus is iomḋa duine boċt 'sa ṗaróisde ḃí buiḋeaċ de.

---

[52] Sintiús .i. roinnt, a portion.



Táiniġ sé i mbáireaċ. Do taiṫin an obair a ḃí déanta ag Míċeál leis. Ḃí sé ċoṁ sibialta agus ċoṁ suḃáilceaċ sain gur innis Míċeál do cionnus



Do taiṫin an obair a ḃí déanta ag Míċeál leis.

mar a cuireaḋ amuġa é an lá roimis sin. Ní duḃairt an duine uasal focal aċt "Féaċ anois, dá mbeaḋ Gaeḋilg agam, níor ḃaoġal dom dul amuġa."

Fuair Míċeál Ṡéamuis an Dúna sintiús[52] eile de'n airgead a ḃí a' teaċt ċuige. Ċait sé é agus tuilleaḋ 'na ṫeannta le n-a ċuid talṁan. Ḋein sé obair ṁór ar an áit agus is iomḋa duine boċt 'sa ṗaróiste ḃí buiḋeaċ de.

---

[52] Sintiús .i. roinnt, a portion.





## (c) Ag éalugaḋ ó sgoil.

Nuair a ḃíos im' ġarsún óg ag dul ar sgoil ní dóiġ liom go raḃas ró-ḋíoṁaoin.[1] Is annaṁ a ḃínn gan mo ċeaċta[2] a ḃeiṫ agam do'n ṁáiġistir agus ba ḋian an fear é an máiġistir ceadna.

Mar ġeall ar é ḃeiṫ ċoṁ dian orainn ḃíod eagla an doṁain[3] orm-sa nuair ná bíoḋ mo ċeaċt agam i gceart agus ba ṁaiṫ liom aon leaṫ-sgéal a ḃeiṫ agam 'féaċaint[4] an ḃfaġainn cead fuireaċ 'sa ḃaile.

Dá mbéaḋ éinne ag teastáil[5] óm' ṁáṫair le dul go dtí Baile an Ṁuilinn nó Cill Orglan a d' iarraiḋ leaṫ-ċloċ salainn an lá a ḃeaḋ sí ag cur ime ar salann, níor ḃ'ḟearr liom-sa gnó a ḃeaḋ agam 'ná ḃeiṫ im' ṫeaċtaire, agus geallaim ḋaoiḃ ná bíoḋ aon deaḃaḋ a ḃaile orm.

Maidin earraiġ nó saṁraiḋ, nuair a ḃídís go gnóṫaċ ag cur síl agus ag treaḃaḋ is ag fuirseaḋ,[6]

---

[1] Ró-ḋíoṁaoin .i. ró-leisgeaṁail, too idle, very lazy.

[2] Ceaċta, lessons, tasks.

[3] eagla an doṁain .i. eagla ṁór.

[4] féaċaint a' ḃfaġainn cead fuireaċ 'sa' baile, to see if I could get leave to stay at home,—with the hope that I might be allowed to stay at home.

[5] Teastáil (nó teastaḃáil) .i. díoġḃáil, wanting.

[6] Ag treaḃaḋ 's ag fuirseaḋ, ploughing and harrowing.

b'ḟéidir go gcuirfiḋe mise go dtí an ċeardċain leis an gcapall nó an t-asal. Ḃíoḋ súil ag m'aṫair liom a ḃaile i gcionn uaire an ċluig nó mar sin. Dá ḃfeicinn-se éinne eile ar an mbóṫar ag tarrac ċun na ceardċan[7] níor ḃaoġal go mbéiḋinn-se roiṁe. Ní raiḃ éinníḋ dob' ḟearr liom-sa 'ná ḃeiṫ ag séideaḋ na mbolg[8] do'n ngaḃa agus ag éisteaċt leis féin agus na fir eile ag caint agus ag cur an traoġail tré n-a ċéile.

"Cad a ċoingiḃ* ċoṁ fada ṫu?" adéarfaḋ m'aṫair liom.

"Ó ḃí sé seo nó é siúd roṁam agus ḃí mórán le déanaṁ aige."

Maidin eile ḃeaḋ tinneas cinn orm nó tinneas im' ḃolg agus baḋ ḋóiġ leat go raḃas go hana-olc ar fad ċun go dtáinig an deiċ a ċlog nó mar sin. Ar maidin go moċ ḃínn gan goile, aċt ḃínn mórán níos fearr ar an deiċ ó ċlog agus i gcionn leaṫ-uaire 'na ḋiaiḋ sain ní ḃíoḋ pioc[9] orm.

Ḃí mo ṁáṫair boċt go hana-ḃog liom nuair a ḃíoḋ an tinneas orm, mar 'deaḋ. Ḃíoḋ sí ag téiḋeaḋ leaṁnaċta dom, agus, nuair ná ḃínn ag fáġail sois,[10] ḃíod cuipín tae aici dom.

Is dóiġ liom anois go mbíoḋ amras ag m'aṫair ná raḃas ċoṁ dona agus do leiginn orm a ḃeiṫ. Is ró-ṁaiṫ is cuiṁin liom[11] maidin lá Márta ná raiḃ mo

[7] A' tarrac ċum na ceardċan, drawing near the forge.
[8] Ag séideaḋ na mbolg, blowing the bellows.
* Ċoingiḃ=ċongaiḃ, ċongḃuiġ, ċoinniġ.
[9] Pioc .i. dada .i. faic.
[10] Ag ḟaġáil sois=a ḃeiṫ níos fearr.
[11] Is maiṫ is cuiṁin liom .i. is maiṫ atá cuiṁne agam.

ċeaċta agam, agus ḃíos go dona go dtí go raiḃ an ṁaidin náċ mór caitte. Ḃí m'aṫair isteaċ 's amaċ a d' iarraiḋ ḃeiṫ tall 's i ḃfus mar ba ġnáṫaċ leis. Ḃuail sé isteaċ agus mise 'sa ċistin ag iṫe arán is bainne.

"Ḃfuil an ṗian imṫiġte?" ar seisean go bog, cneasda.

"Tá, a aṫair," arsa mise.

"Nuair a ḃeiḋ do ċuid bíḋ caitte agat, buail ort síos, agus bíoḋ súil agat i ndiaiḋ na mbó, agus prioc na mion-ċloċa as ḃun na Páirce Caoile. Tá an féar ag teaċt suas anois, agus is miṫid na mion-ċloċa a ṗriocaḋ as."

"Mbeiḋ éinne liom," arsa mise.

"Ní ḃeiḋ go fóill," arsa m'aṫair.

Anois, ní raiḃ aon obair ba luġa liom-sa 'ná an obair seo. Ní ḃeaḋ an sgéal ċoṁ dona dá mbeaḋ éinne eile lem' ċois, aċt dob' é an donas go léir mé ḃeiṫ im' aonar.

Ḃí mo ḋrom briste ó ḃeiṫ ag ísliuġaḋ síos, agus ḃí mo ṁéireanna tinn ó na mion-ċloċaiḃ. Is minic d'árduiġeas mo ċeann ag féaċaint timċeall orm le súil go ḃfeicinn duine éicin ag teaċt ċugam, aċt níor táinig go dtí aimsir dinnéir nuair do ḃuail m'aṫair anall ċugam.

"Seaḋ, a Ḋoṁnaill," ar seisean, "taoi ag déanaṁ go maiṫ. Téanam ort isteaċ ċun dinnéir anois. Béiḋ na cloċa go léir bailiġte[12] agat ar teaċt an tráṫnóna."

[12] pioctа, bailiġte .i. cruinniġte, gathered.

Ḃíos-sa tuirseaċ go leor i ndeireaḋ an lae, aċt ḃí na cloċa go léir pioctá[12] agam.

Is dóiġ liom gur leiġeas an méid seo mo ṫinneas ar feaḋ tamaill; aċt ṫáinig maidin ḃreáġ i dtosaċ an Ṁeiṫim agus ní raiḃ mo ċeaċta agam ró-ṁaiṫ. Ḃí tinneas im' ċliaṫán.[13] D'imṫiġ na páirdí eile ar sgoil. Ar a deiċ a ċlog ḃíos níos fearr, agus i gcionn tamaillín eile ḃíos ċoṁ maiṫ is ḃíos riaṁ.

“Téanam ort anois,” arsa m'aṫair liom, “ní'l aon áit níos folláine 'ná an iṫir[14] úr. Tá an lá go hálainn agus 'sé is fearr dúinn a ḋéanaṁ na tornapaí a ċur ins an gcinn-ḟearainn.[15] Beir báirín leat i gcoṁair an tsíl. Béad-sa ag gearraḋ na sgríbe[16] agus beir-se ag cur an tsíl.”

Do ċaiṫeamair leaṫ an lae ag gaḃáil do'n obair seo agus, mara raiḃ tinneas im' ċliaṫán ar maidin, ḃí tinneas im' ḋruim ar teaċt an tráṫnóna.

Is minic a ċinn na buaċaillí eile ag éalugaḋ leó ó'n sgoil, agus ní raiḃ orṫa[17] éinne gur ḃ' ḟearr leis 'ná liom féin an lá a ċaiṫeaṁ ag riṫ i ndiaiḋ éanlaiṫe nó ar lorg nead, nó im ḟeasaṁ ar ṗort na habna ag féaċaint ar na hiasgairiḃ. Aċt ḃí eagla an doṁain orm roiṁ m'aṫair. Is annaṁ a ġaḃ sé ar a ċloinn,[18] aċt, nuair do ċuir sé ċuige, ní raiḃ láṁ ró-éadtrom aige. Mar ġeall air seo, má ḃí eagla orm dul ar sgoil agus mo ċeaċt gan a ḃeiṫ foġlumṫa

---

[13] Cliaṫán .i. taoḃ.

[14] Iṫir .i. talaṁ treaḃṫa, tillage, dug or ploughed land.

[15] Cinn-ḟearann .i. talaṁ ag ceann na páirce, headland.

[16] Sgríbe, genitive of sgríob, a *scribe*, a furrow.

[17] Ní raiḃ orṫa .i. ní raiḃ 'na measg.

[18] A (do) ġaḃ sé ar a ċlainn, he beat his children.

agam, ba ṁó 'ná sain m'eagla éalugaḋ ó sgoil, mar ḃí 'ḟios agam go maiṫ go mbéaḋ slat im' ċóir[19] 'sa ḃaile, dá mbéaḋ 'ḟios ag m'aṫair ná raḃas ar sgoil.

Ḃí feirmeoir eile 'na ċóṁnuiḋe i n-aice linn-ne agus ní raiḃ aige aċt an t-aon-ṁac. Cóṁ-aos dóṁ-sa dob' eaḋ an buaċaill seo. Ní raiḃ aon teóra le n-a ċleasaiḋeaċt.[20] Do ṡeasóċaḋ sé ar ḋruim capaill agus an capall ar cosanáirde.[21] Is minic do ċonnac-sa é 'na ṡeasaṁ ar barr a ċinn ar falla[22] an droiċid. Ní raiḃ nead éin ins an áit a gan ḟios dó.

Ba ṁinic mise agus Seaġán Óg (b'in é a ainm) ar an mbóṫar i dteannta 'ċéile ag dul ar sgoil ar maidin agus ba ṁinic é Seaġán a' taṫant orm-sa[23] éalugaḋ leis agus gan dul ar sgoil, mar ba ró-ṁinic do Ṡeaġán ag éalugaḋ leis agus ag meallaḋ garsún eile le n-a ċois. Aċt bíoḋ an eagla orm-sa i gcóṁnuiḋe.

Aon lá aṁáin i dtosaċ na Bealtaine bíos ag dul ar sgoil im' aonar. Do casaḋ Seaġán Óg orm i n-aice le Droiċead Íoċtraċ na Geadaiġe.[24] Ḃí am go leor againn. Ḃí an ṁaidin go breáġ ciúin brotalaċ.[25] Duḃairt Seaġán liom go raiḃ 'ḟios aige cá raiḃ nead smólaiġ[26] agus dá mbaḋ ṁaiṫ liom dul leis go dteasbáinfeaḋ sé an nead dom.

---

19 Slat im' ċóir .i. slat roṁam.
20 Cleasaiḋeaċt, tricks, pranks, mischief.
21 Ar cosanáirde, galloping.
22 falla=balla.
23 Ag taṫant orm-sa, urging me.
24 Droiċead Íoċtraċ na Geadaiġe, Lower Gaddagh Bridge
25 Brotalaċ .i. te.
26 Smólaċ, *gen.* smólaiġ, a thrush.

Arsa Seaġán: "Ní'l an tor i n-a bfuil an nead i bfad uainn agus tá am go leor againn. Ní'l fir oibre ḟearainn na gCat aċt tar éis dul a baile go bricfeast. Téanam ort."

"An mó (iomḋa) ub ins an nead, a Ṡeaġáin?"

"Ní raib aċt aon ub aṁáin ann an lá sé ḋeireaḋ, aċt baḋ ċeart níos mó a beiṫ ann anois. Is dóiġ liom go bfuil nead londuib[27] i dtor eile ná fuil i bfad uaiḋ."

"Cá bfuil an tor?"

"Tá sé ṫíos annsúd i n-Innse na gCoiníní. Tor mór aitinn."

Síos linn cois na ġeadaiġe ar lorg an neid.

"Is dóiġ liom gurab é seo an tor—aċt ní hé; ní'l aon nead ann. Ní'l sé i bfad ó'n áit seo. Ċuireas cloċ os cionn cloiċe eile i n-aice leis a' dtor. Ní ḟeicim na cloċa anois. Féaċ a' bfeicfeá-sa iad. Ní'l siad i bfad amaċ ó'n gclaiḋe. Tá an tor agus an nead agam, a Ḋoṁnaill; tar a leiṫ. Féaċ an nead."

"Ċím é," arsa mise, "aċt is dóiġ liom gur sean-nead é. 'Bfuil ub ann?"

"Bí ub ann cúpla lá ó ṡoin."

"Féaċ an bfuil ub ann anois."

D'ḟéaċ Seaġán isteaċ 'sa nead, aċt ní raib aon ub ann:

"Is aṁlaiḋ a ṫréigeadar[28] an nead," arsa Seaġán, "agus ní fuláir nó tá an nead nuaḋ i dtor eile náċ bfuil i bfad ó'n dtor so?"

---

[27] Londub, a blackbird.

[28] Ṫréigeadar .i. d'ḟágadar; d'ḟágaḋar=d'ḟág siad, they forsook.

"Cuarduiġmís[29] na tuir eile."

Tar éis beiṫ tamall maiṫ ag cuardaċ na dtor agus gan éinníḋ fágailte againn, ċualamar an clog ag bualaḋ.

Do ṗreabas[30]: "An é sin an clog ag bualaḋ,[31] a Ṡeaġáin?"

"Is dóċa gurab é, a Ḋoṁnaill."

"Béam déiḋeanaċ," arsa mise.

"Is baoġlaċ go mbéam," arsa Seaġán Óg, "agus beiḋ slat i n-ár gcóir."

"Téanam ort, a Ṡeaġáin, agus b'ḟéidir go leigfiḋe linn[32] an turas so."

"B'ḟéidir sin, a ḃuaċaill, aċt is dóiġ liom-sa gur fearra ḋuinn fanaṁaint annso anois."

"Raġad-sa ar sgoil," arsa mise, "ṁarḃóċaḋ m'aṫair mé."

"Agus," arsa Seáġan, "marḃó'iḋ an máiġistir tú mar ġeall ar beiṫ déiḋeanaċ. Fan annso lem' ċois-se. Ní beiḋ ḟios ag éinne ná raḃamar araon ar sgoil."

"Ní ḟanfad, a Ṡeaġáin."

"Is tú an garsún gan ċéill. Má téiḋeann tú ar sgoil, tá bata roṁat. Tá sé ċoṁ maiṫ agat fuireaċ annso. Ní gáḃaḋ ḋúinn corruiġe ó'n áit seo[33] ċum go mbeiḋ na páistí ag teaċt ó sgoil ar ball, agus ní beiḋ aon aṁras ar t'aṫair ná raḃais-se ar sgoil ċoṁ maiṫ leis an gcuid eile."

---

[29] Cuarduiġmís, let us search.
[30] Do ṗreabas, I started.
[31] An clog ag bualaḋ, the bell ringing.
[32] B'ḟéidir go leigfiḋe linn, maybe we might be let off.
[33] Corruiġe ó'n áit seo .i. an áit seo ḟágaint.

"Is orm a ḃí an donas, a Ṡeagáin, nuair a ḃuaileas leat ar an mbóṫar, aċt ní'l leiġeas air anois. Ní raġad ar sgoil. Tá an máiġistir ró-ċruaiḋ go léir orainn. Is dóċa ná feicfiḋ éinne sinn innso."




Ṡuiḋeamair síos tamall beag amaċ ó'n aḃainn.

"Cé ċeófaḋ * sinn imeasg na dtor? Béiḋ am againn ar a ṫuilleaḋ nead a ċuardaċ, agus b'ḟéidir go bḟeicfimís bradán ins an aḃainn."

* .i. ċífeaḋ.

"Ní baoġal dom-sa dul i n-aice na h-aḃna," arsa mise.

Ċaiṫeamair cuid de'n ṁaidin ar lorg nead, agus nuair a fuaramair cúpla nead ḃíomair sásta, agus ṡuiḋeamair síos tamall beag amaċ ó'n aḃainn i n-aice le tor mór sgeiċe.

Is dóċa go raḃamair tuirseaċ ó ḃeiṫ i n-ár suiḋe, agus arsa Seaġán liom-sa: "Téanam ort anonn go dtí an gcoill; b'ḟéidir go ḃfaiġmís dorn uḃ préaċán ann. Is 'mó ceann a fuaras-sa ann ċeana."

"Ḃéaḋ eagla orm go ḃfeicfiḋe sinn, a Ṡeaġáin."

"Ó, ní baoġal dúinn, ní'l mórán uisge ins an aḃainn anois. Raġam anonn an coṁġar agus isteaċ tré ṫaoḃ na coille."

"Bíoḋ sé mar sin," arsa mise.

Anonn linn agus níor ḃ'ḟada dúinn go raḃamair istiġ imeasg na gcrann árd mar a raiḃ neid na bpréaċán.

Ḃaineamair dínn ár mbróga agus ċuireamair iad i ḃfolaċ i dtor fé ḃun ċrainn ṁóir. Suas le Seaġán ar ċrann. Ḃaḋ dóiġ leat gur cat é ag dul suas. Ḃíos-sa mall go leór, aċt ḃaineas nead amaċ i ndeireaḋ ṫiar ṫall, aċt ní raiḃ uḃ ann.

Níor ḃ'ḟada dúinn i n-áirde nuair cé ḃéaḋ ag teaċt ċugainn a leiṫ tríd an gcoill ná an stíoḃard, Pádraig bacaċ, agus a ġaḃairín le n-a ċois.

"Támaoid croċta anois nó riaṁ, a Ṡeaġáin," arsa mise.

"Ná bíoḋ gíog asat," arsa Seaġán; "tá Paidí leaṫ-ċaoċ agus ní ḟeicfiḋ sé sinn."

"Aċt tá eagla orm go ḃfeicfiḋ an gaḋairín sinn, agus má ċíonn, beiḋ berta orainn."

Seo ċugainn a leiṫ é an stíoḃard agus a ċeann faoi. Nuair a ḃí sé fúinn síos, ċrom an gaḋairín ar amarstraiġ.[84] D'féaċ Pádraig anonn agus anall, aċt ní ḟeaca sé faic. Ḃíos-sa ag crit le heagla, mar ḃí 'fios agam go maiṫ, dá ḃfeicfeaḋ an stíoḃard mise, go nḋéanfaḋ sé gearán orm lem' aṫair. Stad sé tamaillín imeasg na gcrann. D'féaċ sé suas cúpla uair. Ní ḟeaca sé sinn-ne. Is dóċa gur ċeap sé gur ar na préaċáin a ḃí an gaḋairín ag bagairt. D'imṫiġ sé air amaċ as an gcoill. Is gearr go raḃamar air an dtalaṁ. Ní raiḃ uḃ agam-sa, agus ní raiḃ aċt dá ceann ag Seaġán 'na ċaipín, agus an caipín 'na ḃéal aige ag teaċt anuas ó'n gcrann le heagla go mbrisfeaḋ sé na huiḃe. Níor ḟanamair le ár mbróga a ċur orainn, mar ḃí eagla orainn go mbéaḋ an stíoḃard ag filleaḋ ar n-ais. Ní raḃamair i ḃfad ó ḋíoḃ na coille nuair d'féaċ Seaġán ar an dtaoḃ tsar de agus cé ḃeaḋ ár ndiaiḋ ná Pádraig bacaċ agus a ġaḋairín. Nuair a ċonnaic sé sinn-ne, ċuir sé an gaḋar linn.

"Riṫ, a Ṡeaġáin," arsa mise, agus siúd ċun siuḃail mé féin.

"Fan, a amadáin," arsa Seaġán, "agus beiḋ spórt againn fé Ṗaidí."

Do stadas. Ḃí bó an stíoḃaird tamall beag uainn 'sa' ċoill, agus nuair a ḃí an madraín ag teaċt suas linn-ne, ní duḃairt Seaġán aċt amáin, "Ḃeir

---

[84] Amarstraiġ .i. tafann, barking.

isteaċ uirṫi, a ċoileáinín,"[85] agus siúḋ i ndiaiḋ na bó é ar steallaḋ.

"Anois," arsa Seaġán óg, "béiḋ a ḋóṫain le déanaṁ ag an gcláiríneaċ[86] a bó a ċosaint. Éist leis. Náċ deas na paidreaċa[87] tá aige ag easgain-iḋe orainn araon?"

"An dóiġ leat a' ḃfuil fios aige cé tá ann?"

"Is cuma liom ciaca ḃfuil nó ná fuil," arsa Seaġán.

Amaċ linn as an gcoill. Ḃí ocras ag teaċt orainn. Ċuireamair sios teine ḃeag le na huiḃe a róstaḋ, aċt nuair a ċuireamair sios iad do pléasgadar. Ḃí gearrcaċ i gceann aca agus ḃí an ceann eile 'na ġlugar.[88] B'éigean dúinn ár gcanntaí[89] aráin d'iṫe gan uḃ préaċáin mar annlann leo.

Ḃí níos mó 'ná leaṫ an lae caiṫte anois agus ḃí an lá ana-ṫe go léir.

Arsa Seaġán Óg: "Téanam orṫ a' snáṁ."

"Ḃéaḋ eagla orm go ḃfeicfiḋe sinn."

"Ní dóiġ liom gur baoġal dúinn agus ní ḃéam i ḃfad insan uisge."

"Ná fuil an t-uisge ró-ḟuar fós?"

"Ní'l; ḃíos féin a' snáṁ cúpla lá ó ṡoin i bPoll na Féiṫe, agus níor ḃraiṫeas[40] an t-uisge fuar."

"Ní dóiġ liom go raġaḋ-sa a' snáṁ indiu."

"Táim-se ag dul aċt go háirigṫe."

---

[85] Coileáinín .i. gaḋairín óg, a pup, a little dog.
[86] Cláiríneaċ .i. bacaċán .i. fear bacaċ, a cripple.
[87] Paidreaċa .i. urnaiġṫe, prayers.
[88] Glugar .i. uḃ loḃṫa, an addled egg.
[89] Canntaí (*pl.* of cannta), pieces (of bread).
[40] Ḃraiṫeas .i. ṁoṫuiġeas, I felt.

"Cá raġair?"

"I bPoll an Ġainiṁ Ġil. Tá an poll i n-aice linn annso. Mara bfuil fonn ort dul isteaċ, fan ar ar bport agus fair mo ċuid éadaiġ."

"Déanfa mé an méid sin," arsa mise, "aċt ná fan i bfad 'sa ṗoll."

Ní raiḃ Seaġán i bfad ag caiṫeaṁ a ċuid éadaiġ de. Do léim sé isteaċ agus ba ġeall le madra uisge é.

"Bfuil sé fuar, a Ṡeaġáin?" arsa mise.

"Ní'l, a ḋuine. Caiṫ ḋíot, is léim isteaċ. Is ort atá an leisge."

Ḃí port árd ar aon taoḃ de Ṗoll an Ġainiṁ Ġil. agus ar an taoḃ eile ḃí gaineaṁ agus gairḃéal. Ḃí an poll doiṁin ar ṫaoḃ an ṗuirt, aċt ar ṫaoḃ an ġainiṁ ní raiḃ sé mar sin. Ag dul i ndoiṁneas a ḃí an t-uisge ó'n ngaineaṁ isteaċ go dtí an bport.

Do ċaiṫeas díom agus isteaċ 'sa ṗoll liom. Ḃí eagla orm léimeaḋ isteaċ. Ní raḃas ábalta ar snáṁ aċt buille nó ḋó, aċt le seasaṁ ar ṫaoḃ an ṗuirt agus mé féin a ċaiṫeaṁ amaċ ar an uisge doḃ' féidir liom an gairḃéal a ḃaint amaċ agus mo ċosa a ċur fúm.

"Tá an t-uisge ana-ḟuar, a Ṡeaġáin," arsa mise.

"Ní ḃraiṫim-se fuar é, agus, dá mb'áil leat léimeaḋ isteaċ mar mise, ní ḃéaḋ fuaċt ort."

"Tá an poll ró-ḋoiṁin, a Ṡeaġáin."

"Is ort atá an eagla. Féaċ orm-sa."

Amaċ le Seaġán Óg ar an bport. Ṫug sé sgiuird[41] reaṫa agus do léim isteaċ i lár an ṗuill. D'éirig sé

[41] Sgiúird reaṫa, a little run, a start of a run.

i n-áirde ar ḃarr an uisge mar éireoċaḋ laċa nó gé. Ṫug sé cúpla buille agus ḃí sé 'na ṡeasaṁ ar an ngairḃéal i n-aice liom. Ċuir sé seo misneaċ orm-sa amaċ liom ar an bport. Ḃí eagla orm riṫ. Do





Ḃíos ag cur mo ċos ḟúm.

léimeas isteaċ, aċt, nuair a ḟuaireas an t-uisge ag dul isteaċ im' ṡróin is im' ṡúile, níor ċuireas ċun snáiṁ, aċt ḃíos ag cur mo ċos ḟúm. Ḃí an áit doiṁin go leor; ḃí an t-uisge suas coṁ h-árd lem' smeigin

agus ḃí an gairḃéal ag sleaṁnuġaḋ óm' ċosaiḃ. Ṫáinig sgannraḋ orm nuair a ḃraiṫeas an t-uisge ḋom' árduġaḋ suas agus ag dul isteaċ im' ḃéal. Do sgreadas amaċ ċun Seaġáin Óig, agus ċonnac é ag teaċt ċugam, aċt ní cuiṁin liom a ṫuilleaḋ. D'innis Seaġán Óg dom an ċuid eile de'n sgéal. Is dóċa go rugas-sa greim an duine ḃáiḋte air, agus go mbeimís araon báiṫte, aċt gur ḃ' é toil Dé go raiḃ Séamus an Maor ag gaḃáil anuas i n-aice na haḃna, agus, nuair a ċuala sé an ḃéic do ċuireas-sa asam, do riṫ sé a leiṫ ċugainn agus fuair sé sinn ins an ṗoll, agus greim agam-sa ar Ṡeaġán Óg agus sinn araon i ngioirraċt do ḃeiṫ ḃáiḋte.

Ní raiḃ ionnainn siuḃal agus ċaiṫ Séamus capall is trucaill d'ḟaġáil le sinn a ċur a ḃaile.

Níor ṫáinig mo ċiall ċugam-sa i gceart go dtí lá ar n-a ḃáireaċ, ⁊ ba ṁór an t-iongnaḋ ḃí orm nuair do ċonnac cá raḃas. 'Sé an ċéad ḟocal a ċuala óm' ṁáṫair: "Molaḋ le Dia nár ḃáiḋeaḋ tú," agus nuair a ṫáinig m'aṫair isteaċ, ní duḃairt sé aċt: "Doḃ' ḟearra ḋuit dul ar sgoil, a Ḋoṁnaill."





## (D) CAILÍN NA mBRÁIṪRE.

Ḃí cailín faḋ ó i dtiġ na mbráiṫre agus ní ḃíoḋ aon teora leis[1] an méid oibre ḃíoḋ sí a ċur roimpi le ḋéanaṁ.

Is cuma cad a ḃeaḋ gan ḋéanaṁ agus b'féidir go mbeaḋ sé gan ḋéanaṁ ar feaḋ ráiṫe, nuair ḋéarfaiḋe leis an gcailín é ḋéanaṁ, 'sé an freagra ḃíoḋ aici i gcóṁnuiḋe: "Ó ḃíos ċum é sin a ḋéanaṁ mé féin." Ċeap na bráiṫre ar dtúis go raiḃ cailín ana-ḋíċeallaċ[2] aca, agus is minic a ḃídís ag molaḋ an ċailín agus ag maoiḋeaṁ[3] aisti le bráiṫriḃ eile.

Aon lá aṁáin a ṫáinig sean-ḃráṫair ċuca ó ṁainistir eile, agus, nuair a ċuala sé an t-árd-ṁolaḋ ar ċailín na mbráiṫre, "Beiḋ fios agam-sa," ar seisean, "an bfuil sí ċoṁ maiṫ agus deirtear liom í ḃeiṫ."

"Cogar," ar seisean le ceann de na bráiṫriḃ, "abair leis an gcailín teaċt isteaċ i seómra na leaḃar agus, nuair a ḃeiḋ sí istiġ ann, abair léi gur ċeart di na leaḃair a niġe."

---

[1] Teora, bounds.
[2] Ana-ḋíċeallaċ, very diligent.
[3] Maoiḋeaṁ, boasting.



Ḃíoſ ḋíreaċ ċun é ſin a ḋéanaṁ mé féin.

"Agus cad ċuige go gcuirfinn obair óinsiġe[4] mar sin roimpi? Ḃeaḋ fearg uirṫi agus b'ḟéidir go bḟágfaḋ sí sinn. Ní fuirist cailín mar í 'ḟagáil geallaim duit."

"Déan rud orm," ars' an sean-ḃráṫair.

Do ġlaoḋuiġ sé ar an gcailín agus ní raiḃ sí i ḃfad ag teaċt, agus, nuair a ṫáinig sí, duḃairt an sean-ḃráṫair léi go bog réiḋ: "Cloisim gur ana-ċailín tú. Is mór an t-iongnaḋ liom, a Ḃrigid, na leaḃair seo ḃeiṫ gan niġe agat fós."

"Ḃíos díreaċ ċun é sin a ḋéanaṁ, mé féin, a aṫair."

"Ó ní gáḃaḋ duit é, a Ḃrigid," ars' an ḃráṫair eile go searḃ. Ó 'n lá sain go dtí an lá indiu tá Cailín na mḂráiṫre mar ainm ar éinne a ḃíonn "ċun é sin ḋéanaṁ" i n-ionad é ḃeiṫ déanta.

---

[4] Obair óinsiġe, fool's (women-fool's) work.





## (e) Cóṁarṫa[1] na Gealaiġe.

Ṫáiniġ fear aniar ó Árainn go haonaċ na Gailliṁe tamall ó ṡoin. Ní raiḃ sé i nGailliṁ ná i n-aon ḃaile mór eile riaṁ roiṁe sin. Fuair sé lóistín[2] i sráid fada. Nuair a ṫáiniġ an oiḋċe agus ó ḃí an ġealaċ 'na suiḋe agus an oiḋċe breáġ geal, ḃuail sé amaċ ag féaċaint na caṫraċ.[3] Aċt ar ḋul amaċ do, ar seisean leis féin: "Is ceart dom cóṁarṫa an tiġe a ḃeiṫ agam le heagla go raġainn amuġa[4] ar teaċt isteaċ dom, agus ceapaim ná fuil aon ċóṁarṫa is fearr 'ná an ġealaċ. Tá sí díreaċ os cóṁair an doruis amaċ[5]; ní baoġal di mé ċur amuġa."

D'imṫiġ air amaċ ar fuaid na caṫraċ. Sleaṁnuiġ[6] an oiḋċe uaiḋ agus d'ḟan sé amuiġ go raiḃ sé deireannaċ go leor. Ḃain sé an tsráid amaċ gan mórán trioblóide.[7] Ṡiuḃail sé síos suas ar lorg an tiġe go

[1] Cóṁarṫa, a sign, a token.

[2] Lóistín, lodgings.

[3] Ag féaċaint na caṫraċ, looking at the city (féaċ, look, see · caṫair, city).

[4] Amuġa, astray.

[5] Os cóṁair an doruis amaċ, right opposite the door.

[6] Sleaṁnuiġ, slipped away; sleaṁain, slippery.

[7] Trioblóid (trioblóide), labour, trouble.

raiḃ sé ar lóistín ann, aċt ba ḃeag an ṁaiṫeas dó, ní raiḃ tíġ ins an tsráid go raiḃ an ġealaċ os a ċoṁair amaċ. Ḃí náire air faoi tuairisg an tiġe a ċur ar éinne aċt i ndeireaḋ na sgríbe agus é lag tuirseaċ, ḃuail connstábla leis, agus d'ḟiafruiġ sé de'n gconnstábla cá raiḃ an tiġ go raiḃ an ġealaċ os a ċoṁair amaċ.

Ċeap an connstábla gur ar meisge ḃí an fear boċt agus ḃí fonn air é d'árdúġaḋ leis agus é ċur i bpríosún, aċt ċuir bean an tiġe buaċaill amaċ ar a lorg, agus ḃuail an buaċaill suas ċuca díreaċ nuair a ḃí an pílear ċun an ḟir ḃoiċt a ḃreit leis.

Nuair a táinig an fear a ḃaile go hÁrainn d'innis sé an sgéal mar ar ċaill an ġealaċ air[8] i nGaillim. Ó'n lá sain go dtí an lá indiu tá "Coṁarṫa na Gealaiġe" mar ḟocal imeasg ṁuintire Árainn.

---

[8] Ċaill an ġealaċ air, the moon failed (deceived) him.





# (f) An Gad Mara[1] nó Ar Lorg an Ḃéarla.

Tamall maiṫ ó ṡoin anois ḃí daoine 'na gcoṁnuiḋe i n-oileán beag i n-íoċtar na hÉireann agus ní raiḃ aca aċt an Ġaeḋilg. Mar ġeall air go mbíoḋ daoine saiḋḃre ag teaċt ar cuairt ar an oileán anois agus arís ċeap na daoine boċta ná raiḃ uata aċt an Béarla d'ḟoġluim agus go mbeiḋís saiḋḃir go deó. Leanann an galar céadna mórán daoine a ċeapann níos mó céille ḃeiṫ aca ná ḃí ag muintir an oileáin.

"Aċt cá raiḃ an Béarla le fáġail?" B'in í an ċeist anois.

Ḃí 'fios aca go raiḃ Béarla i n-Éirinn, aċt ċualadar go raiḃ an Béarla dob' ḟearr 'sa doṁan i mBaile Áṫa Cliaṫ.

Tar éis mórán cainte agus comráiḋ ṡocruiġeadar[2] ar ḋuine aca a ċur go Baile Áṫa Cliaṫ ar lorg an Ḃéarla.

An lá ḃí an fear ag imṫeaċt baḋ ḋóiġ leat gur go hAimeirice a ḃí sé ag dul. Ḃí an lá 'na lá saoire ar an oileán. Ṫáinig muintir an oileáin go léir,

---

[1] Gad mara .i. slat-mara, sea rod, tangle.
[2] Ṡocruiġeadar, they settled, decided.

óg agus críonna,[8] go dtí Port na hÉireann agus cuireaḋ an fear anonn ar an dtír ṁóir ar an mbád ba ṁó ar an oileán.

D'ḟág teaċtaire an Ḃéarla slán aca agus d'imṫiġ air go Baile Áṫa Cliaṫ. Tar éis a ḃeiṫ tamall 'sa ċaṫair ḃí Béarla aige, dá focal, "Good morrow,"



Ḃí Féiṫ an Ċiotaiġ bog.

agus ċeap sé go raiḃ sé i n-am aige filleaḋ a ḃaile. Ḃí sé tuirseaċ go leór ó ḃeiṫ ag coisiḋeaċt, agus nuair a ṫáinig sé go dtí Féiṫ an Ċiotaiġ i n-aice na fairrge, ṡuiḋ sé síos.

---

[8] óg agus críonna, young and old.

Ḃí na focail go cruinn gasta aige,[4] ⁊ le ḣeagla go mbeaḋ siad caillte aige, ḃíoḋ sé ag ráḋ mar ṗaidrín "Good morrow," "good morrow," "good morrow."

Ḃí an aimsir fliuċ agus ḃí Féiṫ an Ċiotaiġ bog. Go deiṁin, ḃí sí 'na tóin ar bogaḋ, agus, nuair a ḃí an fear boċt ag dul tarsna, ċuaiḋ sé ar lár[5] agus d' ḟóbair dó ḃeiṫ báiḋte. Ṫarraing sé é féin amaċ i gcuma éicint agus ḃain sé amaċ an talaṁ tirim. Aċt, mo ċreaċ is mo ċás! ḃí an Béarla caillte aige.

Nuair a ṫáinig sé a ḃaile agus nuair d'innis sé a sgéal do ṁuintir an oileáin, ḃíodar buaiḋearṫa go leor, agus 'sé duḃairt gaċ duine aca leis féin gur ṁór an truaġ naċ é féin a cuireaḋ go Baile-Áṫa-Cliaṫ.

Aċt cad a ḃí le déanaṁ anois? Ḃí an Béarla caillte i ḃFéiṫ an Ċiotaiġ agus b'ḟéidir go mbéaḋ sé le fáġail fós.

Do ġluais seisear[6] de ṁuintir an oileáin anonn ar ḃád go dtí an dtír ṁóir agus fear an Béarla le n-a gcois. Ṫeasbáin[7] sé dóiḃ cár ċaill sé an Béarla i lár na Féiṫe.

Ċromadar go léir ar an áit a ṫóḃaċ agus a ṫaosgaḋ agus níor ḃ'ḟada dóiḃ ag gaḃáil do'n obair seo nuair do ḃuail gad mara leó.

"Sin é an focal," "Sin é an focal," arsa teaċtaire an Béarla, "gad mara," "gad mara."

---

[4] Ḃí na focail go cruinn gasta aige, he had the words quite correctly.

[5] Ċuaiḋ sé ar lár, he stuck in the mud, he bogged.

[6] Seisear, six persons.

[7] Ṫeasbáin (ṫaisbeán), showed.

